# Coṁairle Fiṫil

urċluiċe dá ġníoṁ

leis an

Aṫair Pádraig Ua Duinnín

Baile Áṫa Cliaṫ
M. H. Gill ⁊ a Ṁac, Teoranta

1909

Réal Glan

Comhairle

# Coṁairle Fiṫil

urċluiċe dá gníoṁ

leis an

Aṫair Pádraig Ua Duinnín

Baile Áṫa Cliaṫ:
M. H. Gill ⁊ a Ṁac, Teoranta.

1909.

# Coṁairle Fiṫil.

—❖—

Urċluiċe dá ġníoṁ

—❖—

DRAMATIS PERSONÆ:

Cormac mac Airt, Árdrí Éireann.
Flaiṫrí, Árdḃreiṫeaṁ.
Aonġus, mac Dáire Moġaiḋ, iar na ṁéadúġaḋ ag Flaiṫrí.
Cairbre, leanḃ, mac Ċormaic ríoġ, ar oileaṁain ag Flaiṫrí
Conaire, muiciḋe.
Breiṫeaṁ.
Giolla an ḃreiṫiṁ.
Labraiḋ, Eoċaiḋ, Laoġaire, — aos gráḋ.
Bras, giolla Ḟlaiṫrí.
Cuideaċta an ríoġ.

Aoife, bean Ḟlaiṫrí.
Maċa, deirḃṡiúr do Ḟlaiṫrí.
Baḋḃ, Ceann na mBandruaḋ.
Ríoġnaċ, Daol, — bandraoiṫe.

---

Áit: i dTeaṁair le linn Cormaic mic Airt, Árdríoġ Éireann.

# Coṁairle Fiṫil.*



## Gníoṁ a haon.

### Aṁarc a haon.

Dún Flaiṫrí.

[Flaiṫrí 'n-a aonar. *Intrat* Baḋḃ.]

FLAIṪRÍ.—Na mílte fáilte roṁat, a Ḃaḋḃ, a ċeann ban-druaḋ na Teaṁraċ; ba ṁór é cion m'aṫar Fiṫeal ort, is ba ṁór é a ṁuinġin asat. Tá gábaḋ deacraċ agam led ċoṁairle.

BAḊḂ.—Go raiḃ maiṫ agat, a Ḟlaiṫrí an tsonais. Ġeoḃair mo ċoṁairle-se; ní ċeilfinn í ar do leiṫéid d'ḟear fial.

FLAIṪRÍ.—Tá dá ḃliaḋain ann ó cailleaḋ m'aṫair.

BAḊḂ.—Ḃí cion ag gaċ aoinne ar Ḟiṫeal, agus ba ṁór é meas is cion na mbandruaḋ féin air.

FLAIṪRÍ.—Ba ḃreáġ taitneaṁaċ ṫug sé a ḃeaṫa as; is aige ḃí an ċiall is an éirim aigniḋ tar bárr. Ag faġáil ḃáis dó, d'ḟág sé agam-sa a raiḃ de ṁaoin aige. Ṫug sé a ḃeannaċt dam agus coṁairle naċ ró-ṁaiṫ a ṫuigim.

BAḊḂ.—An misde dam a ḟiafraiġe díot, a Ḟlaiṫrí, cad é suim na coṁairle sin?

FLAIṪRÍ.—"A ṁic mo ċroiḋe," ar seisean, "ná léig rún "'n-a mbeiḋ guais ret ṁnaoi; ná taḃair do ċiste i dtaisciḋ "dod ḋeirḃḟiair; ná méaduiġ mac moġaiḋ; ná glac mac ríoġ "ar oileaṁain."

BAḊḂ.—Is éagsaṁail an ċoṁairle í sin agus is dian ar na mnáiḃ, cé ná raiḃ sáruġaḋ Ḟiṫil ar ċéill is ar ċríonnaċt i nÉirinn 'n-a ré.

FLAIṪRÍ.—Ní ḃraiṫfeaḋ aoinne go dtiuḃraḋ saoi dá ċríonnaċt droċ-ċoṁairle uaiḋ; 'n-a ḋiaiḋ sin, is é rún do ċeapas ná dul i gcoinniḃ gaċ puinnc den ċoṁairle sin, i dtreo go ndeiṁneoċtaiḋe í, is go leanfaiḋe í.

BAḊḂ.—Ba ṁór é do ṁeisneaċ is an rún soin do ċeapaḋ.

FLAIṪRÍ.—Tá dá ṗonnc den ċoṁairle sin iar n-a réabaḋ ċeana agam, mar gur ġlacas Cairbre mac Ċormaic ríoġ ar oileaṁain, agus gur ṁéaduiġeas Aonġus mac Dáire moġaiḋ.

BAḊḂ.—Sin é ċloisim.

---

* Féaċ "Forus Feasa ar Éirinn," II, leaṫ. 338-42.

FLAIṪRÍ.—Is miṫid dam, ámṫaċ, an dá ponnc eile do réabaḋ, i dtreo go mbeaḋ deiṁniuġaḋ agam ar iomlán na coṁairle is go nglacfaiḋe léi.

BAḊḂ.—Is contabartaċ an rún é sin, a ḟlaiṫ uasail. Aċt glac meanma. Tá na déiṫe id ḟabar. Béarad féin is na bandraoiṫe ḋuit cibé congnaṁ is féidir linn. Bí dílis deiscréideaċ dúṫraċtaċ, agus éireoċaiḋ leat.

FLAIṪRÍ.—Táim buiḋeaċ ḋíot, a Ḃaḋḃ ċneasta; agus is miṫid dam slán d'ḟágaint agat. Tá an ċinneaṁain ar mo ṫóir.

BAḊḂ.—Is miṫid daṁ-sa leis dul fá ḋéin mo ḃoiṫe sa ċoill mar a mbím féin is Ríoġnaċ is Daol ag déanaṁ ar ndualgais is ag féaċaint na réilteann. Cabair ó sna déiṫiḃ móra ċugat!

[*Exit* BAḊḂ. *Intrat* CAIRBRE ar an dtaoḃ eile, riṫeann ċum FLAIṪRÍ. Fáisceann FLAIṪRÍ ċuige go dlúiṫ é.]

FLAIṪRÍ.—Cad a ḃeiḋ ar siubal i ndiu agat, a leinḃ?

CAIRBRE.—Bead ag rúsraḋ amuiġ ar an ḃfaiṫċe i ḃfoċair na n-óg-uan.

FLAIṪRÍ.—Agus, 'n-a ḋiaiḋ sin, cad a ḋéanfair, a ċroiḋe?

CAIRBRE.—Tá fuiseog ḃeag agam: caiṫfead biaḋ do ṫabairt di.

FLAIṪRÍ.—B'ḟéidir go n-éalóċaḋ sí uait.

CAIRBRE.—Ní éalóċaiḋ. Tá sí istiġ i gcléiḃín agam.

[*Intrat* AOIFE.]

FLAIṪRÍ.—Fáilte roṁat, a Aoife, a ċéile mo ċroiḋe. Is i gcuiṁneaṁ an lae ḟéanṁair seo do snaiḋmeaḋ le ċéile sinn, agus is linn d'éiriġ an t-áḋ ón lá úd gur an lá indiu. Tá ar mbeirt leanḃ Eilim is Áine mar ḃláṫ orainn, agus 'n-a ḟoċair sin do ċuir Cormac, an rí oirḋearc, a ṁac Cairbre mar ċúram orainn.

AOIFE.—A Ḟlaiṫrí, a ġráḋ mo ċléiḃ, bíoḋ buiḋeaċas an tsonais sin uile ar na déiṫiḃ agus ar Ċormac ríġ, óir is mór é ionntaoiḃ an ríoġ asainn araon.

FLAIṪRÍ.—Má tá ionntaoiḃ ag an ríġ is ag na déiṫiḃ asainn, is cóir dúinn-ne ḃeiṫ dílis dóiḃ.

AOIFE.—Go léigiḋ na déiṫe go mbeam dílis i gcoṁnuiḋe dár ríġ ċuṁaċtaċ is dóiḃ féin!

FLAIṪRÍ.—Is maiṫ í do ṡuiḋe, a Aoife. Nár éiriġiḋ an lá ċoiḋċe naċ fiú sinn iontaoiḃ a ḃeiṫ ag ar ríġ ġlórṁar orainn.

AOIFE.—Nár éiriġiḋ! Am ḋála-sa, measaim ná cuirfeaḋ níḋ ar biṫ eascáirdeas eadrainn is ná féadfaḋ a ḋéanaṁ.

FLAIṪRÍ.—Is tú ċreidim, a Aoife. I gcuiṁneaṁ an lae indiu is eaḋ do snaiḋmeaḋ le ċéile sinn araon; agus, dá ḃríġ sin, tá coinne agam lem ḋeirḃṡiair Maċa ċum a ṁaoiḋte orainn. Tiocfaiḋ fá n-ar ndéin, leis, mo ċara ḋílis Aonġus mac Dáire, fear do ṁéaduiġeas féin i dtreo go ḃfuil sé 'n-a ḟear ceannais anois, agus gur beag ná fuil sé coṁ hárd de flaiṫ liom féin. Is gearr go mbeid annso. Déan imsníoṁ ḋíoḃ.

[*Exit* AOIFE, agus greim ar láiṁ aice ar ĊAIRBRE. *Intrat* MAĊA.]

Fáilte roṁat, a Ṁaċa, a ḋeirḃṡiúr ṁ'anma! Is mó agam tú do ṫeaċt isteaċ 'ná an ġrian ġeiṁriḋ. Is meara liom tú 'ná a ḃfuil de ġaoltaiḃ san tsaoġal agam.

MAĊA.—A Ḟlaiṫrí, a ṁaoin, bíonn uaigneas orm id éagmais. Is ort-sa ḃíonn mo ċuiṁneaṁ de ló is d'oiḋċe. Maoiḋim ort is seaċtṁaoiḋim ort cuiṁneaṁ lae do ṗósta.

FLAIṪRÍ.—Go raiḃ maiṫ agat, a ḋeirḃṡiúr, a ċroiḋe. Sin é an pósaḋ ṫug an sonas ċuġam is do ċuir an raṫ orm féin is ar mo ṁnaoi is ar mo ċloinn. Agus ní luġaide mo ṡéan é go dtug Cormac Rí a ṁac Cairbre ar oileaṁain dam, agus gurab é an mac céadna solas na hÉireann—na déiṫe saora dá ḃeannaċaḋ!—agus dála mo ḋeirḃṡéaṫar, mo Ṁaċa ḋílis, ní'l a leiṫéid le fáġáil——

MAĊA.—A Ḟlaiṫrí, a ḋearḃráṫair an tsonais, ní leat féin ar fad an raṫ do ċuir na déiṫe ċuġainn. Tá mo ċion den raṫ soin orm-sa; óir an níḋ is sonas duit-se is sonas dam-sa é, a ḟir an ċroiḋe ḋílis.

FLAIṪRÍ.—Is binn liom do ċoṁráḋ, a ḋeirḃṡiúr na n-ae istiġ; agus mar ḋeiṁniuġaḋ ar mo ṁór-ṁuinġin asat, is mian liom cúram do ċur ort.

MAĊA.—Ní ṫeipfeaḋ ort, dá méid cúram ċuirfir orm ná bíoḋ eagla ort, a Ḟlaiṫrí an tréin.

FLAIṪRÍ.—Mo ġreiḋin ċroiḋe mo ḋeirḃḟiúr. Ní raiḃ súil agam le n-a ṁalairt de ċainnt uaiṫe. Abair anois, a Ċara, an miste ḋam seoiḋe luaċṁara do ṫaḃairt i dtaisciḋ duit?

MAĊA.—A Ḟlaiṫrí, a ṁaoin, cad ċuige an ceistiúċán. Mara mbeaḋ go bfuil droċ-iontaoiḃ agat asam, ní ċuirfeá a leiṫéid de ċeist orm.

FLAIṪRÍ.—A Ṁaca, a ċroiḋe im ċliaḃ, ná habair go bráṫ go bfuil droċ-iontaoiḃ agam-sa asat. Ní'l agat aċt an focal do ráḋ, agus bead sásta.

MAĊA.—Beirim an ġrian is an t-éasca is réalta neiṁe, beirim na déiṫe uile ná feallfad ort, a rúin, cibé cúram a ċuirfir orm.

FLAIṪRÍ.—Ní beag soin, a Ṁaca; agus, anois, mar ḋeiṁniuġaḋ ar m'iontaoiḃ asat, béaraḋ duit an cuṁdaċ so. Cuir i dtaisciḋ ḋam é go dtí go n-iarrfad ort é. Tá sé lán de ṡeodaiḃ luaċṁara. Bíoḋ a ḟios agat, áṁṫaċ, gur liom-sa é, agus go gcaiṫfir é ṫaḃairt tar n-ais dam nuair éileoċad ort é. An nglacfair uaim ar an gcoinġioll soin é?

MAĊA.—B'ḟeárr liom go gcoimeádfá agat féin é, a Ḟlaiṫrí, 'ná ḃeiṫ ag cur buaiḋearṫa orm ar an gcuma soin led ḋroċ-aṁras.

FLAIṪRÍ.—B'ḟeárr liom é radaḋ uaim san bfairrge 'ná buaiḋirt do ċur ort, a ċroiḋe istiġ. Ag seo ḋuit é.

[Tugann sé an cuṁdaċ di.]

MAĊA.—Mo ġreiḋin tu, a ċuṁdaiġ! Is mise ċoimeádfaiḋ go ceanaṁail tú. Is beag an baoġal go ndéanfad faillíġe ionnat, agus go raiḃ sé d'iontaoiḃ ag mo ḋearḃáṫair asam tu ṫaḃairt i dtaisciḋ ḋam.

[*Re-intrat* Aoife, agus Aonġus le n-a cois.]

AOIFE.—Ag seo ar aon teinnteán an beirt ċaraḋ is dílse againn. Ní deallraṁaċ go bfuil aon eascáirdeas eatorṫa féin.

AONĠUS.—Is breáġ ṫagann an greann duit, a Aoife.

MAĊA.—Scaoilfeam leat an feaċt so mar ġeall ar an lá atá ann.

**FLAIṪRÍ.**—Na mílte fáilte roṁat, a Aonġuis; tá súil againn leat ó ṁaidin. Táim féin agus Aoife ag déanaṁ cuiṁneaṁ lae ar bpósta, agus is breáġ linn tú ḃeiṫ mar ċuideaċtain againn.

**AONĠUS.**—Is mór an t-áṫas dam-sa ḃeiṫ i nḃar bfoċair i ndiu.

**FLAIṪRÍ.**—Beag is gábaḋ ḋam-sa, a Ṁaċa, ḃeiṫ im eadarġabáluiḋe idir tú féin agus Aonġus mac Dáire; tá aiṫne ṁaiṫ agaiḃ ar a ċéile.

**MAĊA.**—Abair é.

**FLAIṪRÍ.**—Is eol duit, a Ṁaċa, ná raiḃ i nAonġus aċt mac moġaiḋ nó gur ṁéaduiġeas-sa é agus go ndearna uasal de.

**AONĠUS** (i leaṫtaoiḃ).—'Seaḋ, an seanṗort i gcoṁnuiḋe!

**MAĊA.**—Is é mo ṫuairim, a Ḟlaiṫrí, naċ miste tú méaduġaḋ Aonġusa, mar gur air atá an deaġ-ċáil; agus is é ná feallfaiḋ ort, geallaim duit.

**FLAIṪRÍ.**—Nár léigiḋ na déiṫe go bfeallfaḋ.

**AONĠUS.**—Ná bíoḋ faitċíos ort, a Ḟlaiṫrí. Is mise déanfaiḋ mo ḋíṫċeall ċum gaċ ar ċuiris de ċomaoin orm do ċúiteaṁ leat.

**MAĊA.**—Tá sé de ḋualgas ort, a Aonġuis, urraim is onóir do ṫabairt do Ḟlaiṫrí, fá mar ṫugann seisean urraim is onóir do Ċormac ríġ.

**AONĠUS.**—Tá, gan aṁras; agus do ṡáróċainn Flaiṫrí, dá mb'ḟéidir é.

**FLAIṪRÍ.**—Is furus ḃeiṫ dílis don traiḋḃreas. Is furus urraim do ṫabairt d'ḟear na maoine. Cad déarfá dá bfeicteá fá ġlasaiḃ mé agus an riaġaire ar tí mo ḃásuiġṫe?

**AONĠUS.**—An té ná tugann urraim aċt do luċt an traiḋḃris, is suaraċ le ráḋ é. Is beag é mo ṁeas ar a ḋílse.

**MAĊA.**—Tá an ceart annsoin agat, a Aonġuis, a ċroiḋe.

**AONĠUS.**—Dá bfeicinn-se mo ċara fá ġreim daingean agus slaḃraiḋe iarainn ag fiaraḋ a ball, agus a mbaineann leis beo dá ṫréigean agus aga léigean orta ná raiḃ aon aiṫne aca air, agus an bás i ndán dó, is mise ċlaoiḋfeaḋ leis an taca soin is do ċuirfeaḋ meisneaċ air is d'ḟuasclóċaḋ air i n-aiṁḋeoin sluaġ, dá mb'ḟéidir é.

**AOIFE.**—Tá blas ar do ċainnt, a Aonġuis.

**FLAIṪRÍ.**—Táim buiḋeaċ díot, a Aonġuis, a ċara; is mór agam an ráḋ soin. Maiṫ mar ṫarla liom go ḃfuil mo ḃean is mo ḋeirḃṡiúr annso ag éisteaċt leat.

**AONĠUS.**—Beirim mo ṁóide i láṫair a ṁná is a ḋeirḃ-ṡéaṫar, beirim grian is éasca is réalta neiṁe, dá mbeireaḋ donas nó galar nó mío-áḋ ar Ḟlaiṫrí, ná cuirfeaḋ soin eascáirdeas eadrainn, ar an aḋḃar gurab é Flaiṫrí an flaiṫ do ṁéaduiġ mé is do ċuir cuṁaċt is maoin im ṫreo, agus gan ionnam aċt mac moġaiḋ, ag roṁar na gclas.

**FLAIṪRÍ.**—Mo ġoirm tú, a Aonġuis, a ċara, ní féidir an ċainnt sin do ṡáruġaḋ; agus is mór an t-áṫas dam do leiṫéid do ḃeiṫ im ċoṁgar, is an oireaḋ soin ceana agat orm. An dóiġ leat, a Ṁaċa, an gceannóċaḋ maoin nó seoide urraim is dílse de'n tsórt soin?

**MAĊA.**—Ní ċeannóċaḋ, a Ḟlaiṫrí, ní ċeannóċaḋ ór ná seoide na hÉireann dílse dá sórt; agus is maiṫ an ṁaise duit leiṫéid Aonġusa do ḃeiṫ let ais agat.

**AONĠUS.**—Is fearr 'ná soin an ṁaise duit Maċa ṁúinte do ḃeiṫ mar ḋeirḃṡiair agat.

**AOIFE.**—Agus buḋ ḟeaċt ḃfearr 'ná soin an ṁaise duit an ḃeirt do ḃeiṫ iḋ ṫimċeall agus iad snaiḋmṫe le ċéile.

[*Intrat* Laoġaire.]

**LAOĠAIRE** (le **FLAIṪRÍ**).—A flaiṫ uasail. Is mian le Cormac ríġ coṁráḋ do ḋéanaṁ leat gan ró-ṁoill.

**FLAIṪRÍ.**—Beaḋ 'n-a ḟoċair láiṫreaċ. Slán agat, a Aonġuis, a ċara mo ċléiḃ. Slán agat, a Ṁaċa.

**AONĠUS.**—Slán leat, a flaiṫ uasail.

**MAĊA.**—Go dtéiḋir slán.

[*Exeunt* Flaiṫrí agus Laoġaire.]

**AOIFE** (le **MAĊA**).—Is miṫid dúinn-ne sinn féin d'ullṁuġaḋ ċum cuairt do ṫaḃairt ar an ríoġain; beiḋ sí ag feiṫeaṁ orainn.

**MAĊA.**—Ní mór dúinn beiṫ ag gluaiseaċt. Slán agat, a Aonġuis.

**AONĠUS.**—Slán liḃ araon; tá súil agam naċ fada go mbeam i ḃfoċair a ċéile arís.

AOIFE.—Ní fada aċt na déiṫe beiṫ linn.

[*Exeunt* Aoife agus Maċa.]

AONGUS ('n-a aonar).—Do ṁéaduiġ Flaiṫrí mé; aċt, má ḋein, is minic dó dá ċur i n-uṁail dam; agus ní daṁ-sa aṁáin a ċuireann sé i n-uṁail é, aċt don tsaoġal. Ní féidir leis beannuġaḋ dam gan marlaḋ do ṫabairt dam. Ní féidir leis bagairt orm gan tarcaisne do ċur leis an mbagairt. Is maiṫ atá an méaduġaḋ so ceannuiġṫe agam agus a bfuil de ṁarlaḋ is de ṁío-ċlú faġálta agam dá ḋearcaiḃ. Tá braṫ ag Flaiṫrí go bpósfad Maċa; agus má ṗósaim, is go mbeiḋ an ċuiṁne ċoṁ cruinn aice is atá ag a dearḃráṫair, naċ breáġ an saoġal a beiḋ agam? Má éiriġeann focal eadrainn, cuirfiḋ sí i n-uṁail dam gur ṁaiṫ an sás ráṁan do ḟáiteaḋ i gcré seanDáire; má bíonn dúil i n-uiḃiḃ laċan agam, adéarfaiḋ sí gur beag an iongnaḋ soin. Má beirim im láiṁ ar ṁaide, déarfaiḋ sí gur maiṫ an t-aoḋaire bó ḋéanfainn. Raġad go dtí an boṫ i n-a mbíd Baḋḃ agus a siúraċa ag gaḃáil dá ndraoiḋeaċt is dá bpiseogaiḃ. Beiḋ a ḟios agam uaṫa cad tá i ndán dam.

[An brat anuas.]

---

## AṀARC A DÓ.

Boṫ i lúib coille le hais na Teampaċ.

[Triúr banḋruaḋ: BAḊḂ, RÍOĠNAĊ, DAOL; coire aca ar ṫeiniḋ, agus iad ag déanaṁ praisce na bpiseog.]

AN TRIÚR i n-aoinḟeaċt:

Measc an ṗraiseaċ,
Tríṫe is tairsce,
Suaiṫ go maiṫ í.

BAḊḂ:

Cuir isteaċ bainne
Na gaṁnaiġe meaitte,
Is greim de ċat ċrainn.

RÍOĠNAĊ:

Cuir ann lópa
Fuárṫar i bFlóndars
I ndiaiḋ mná bóṫair.

DAOL: Craoḃ den iubar glan
Is corn d'úr-laċt
Tabarṫa ag fionnṁuic.

BAḊḂ: Im gan salann
Friṫ ar maidin,
Cuir 'n-a n-aice é.

RIOĠNAĊ: Cipín sailiġe
Friṫ i leaṫṫaoiḃ
I mbearnain laṫaiġe.

DAOL: Slisne 'e ḋroiġean duḃ
Do gearraḋ go moċ
I n-aice le sruṫ.

BAḊḂ: Boġa den ċárṫann
Fuinte bláṫṁar,
Síos ann sáṫaiḋ é.

RIOĠNAĊ: Glótaċ eascún,
Cnuiṁe ar bagún,
Cuirtear annsúd.

DAOL: Fionnfaḋ ċait báin,
Cleite seangáin,
Cuir san mearcán.

BAḊḂ: Ḋríodar fola
Ṡeabaic do doirteaḋ,
Síos annso leis.

RIOĠNAĊ: Ruibe gabair
Do sracaḋ um Ṡaṁain
Fáġtar ann.

DAOL: Scoiṫín duḃ
Do baineaḋ ar ċnoc
Lá Bealltaine.

BAḊḂ: Ordóg bacaiġ
Fuarṫas marḃ,
Is bianna a ṁaide.

RÍOĠNAĊ: Luiḋ donndearg
Le speil do ġearraḋ
Roiṁ ġréin ar maidin.

DAOL: Uisce na gcos
Isteaċ ón loċ
Cuir síos 'n-a ṡruṫ.

AN TRIÚR i n-aoinḟeaċt:

Cuir tré ċéile iad,
Measc is réab iad,
Suaiṫ is séid iad,
I gcoṁair an ġlé-ḟir,
An taca, Aonġus.

BAḊḂ: A Ríoġnaċ ṁúirneaċ,
'S a Ḋaol an trúġċais,
Tá Aonġus ċuġainn-ne,
Ċíonn mo ṡúile é
Ag cur an drúċt de.

RÍOĠNAĊ: Seo ċuġainn mac Dáire,
Mac gan náire,
An mac so d'árduiġ
Flaiṫri gráḋmar.

DAOL: Cad a ṫug Aonġus
Annso dár bḟéaċaint?
An tnúṫ le léiġeann ċirt,
Nó radarc ar ngréiṫre?

BAḊḂ: Tá fios a scéil uaiḋ
An bfuiġiḋ sé Éire,
Nó an dtiocfaiḋ taoḃm air
A ḟágfaiḋ tréiṫ é.
Is fuar 's is faon mé
Mar b'ḟada aréir dam
Ag faire im aonar
Na lasair-réilteann,

D'ḟonn a réim rin
Do ċur le ċéile.

RIOĠNAĊ: Ġeoḃaiḋ ré cunntar
A ċuirfiḋ amuġa é,
Ir ċuirfiḋ fonn air
Dul i bfionntar.

DAOL: Ó'r cunntar cruinn rin,
Caiṫfiḋ díol ar,
Má ġeibeam i n-íoċtar
A rparáin ṫíor é.

An TRIÚR i n-aoinḟeaċt:

Bain de an t-airgead,
Scrior ó ṫalaṁ é,
Ná fág dada aige.
[*Intrat* Aonġus.]

Dé beaṫa it ḟláinte,
A ḟir na mbánċrob;
Tá bean i ngráḋ leat,
Áirdri go ráṁ leat,
Flaiṫrí ran ár ort.

[An faid a bíonn Aonġus i láṫair, rcairid Rioġnaċ agur Daol ceo draoiḋeaċta ar an gcoire mór-dtimċeall.]

Aonġus.—Go raiḃ maiṫ agaiḃ uile, a banḋraoite. (I leaṫtaoiḃ): Tuigid na mná ro mo ċúrra. (Le Badḃ): A ṁáṫair, a ṁaoin, ní hannaṁ ṫú ag maoiḋeaṁ ar t'ealaḋain. Noċtann tú an rud atá fá ċeilt; léiġeann tú na réalta; taiḃḃriġtear duit a bfuil i ndán dúinn.

Badḃ.—Ir fíor roin, a Aonġur, a laoiġ; caḃruiġid na déiṫe raora ir dúile na rpéire liom. Féadaim a ḃfuil i ndán don daonnaiḋe do noċtaḋ; ir cuid dem ṫréiṫiḃ a innrint cia ar a beiḋ méaduġaḋ ó rna déiṫiḃ, agur cia ar go luiġfid cor.

Aonġus.—Dá ḃríġ rin, a ṁáṫair, do b'áil liom-ra a ḟior do beiṫ agam cad tá i ndán dam féin.

Badḃ.—Ir flaiṫeaṁail a bíd na déiṫe le daonnaiḋiḃ; aċt ir maiṫ leo an daonnaiḋe do beiṫ flaiṫeaṁail linn-ne.

AONĠUS.—Cad é bríġ an focail sin?

BAḊḂ.—Focal soṫuigseana go leor is eaḋ é; an té ná roinneann a ċuid leis na déiṫiḃ, ní noċtaid an rud atá i ndán dó.

AONĠUS.—Cibé fios a ġeobad, caiṫfead díol as, mar sin?

BAḊḂ.—Focal mío-oireaṁnaċ is eaḋ "díol," focal ná taiṫneann leis na déiṫiḃ. Caiṫfiḋ daonnaiḋe a ċuid do roinnt lem leiṫéid-se, má's mian leis fios d'ḟaġáil ó sna déiṫiḃ.

AONĠUS.—Duine boċt dealḃ is eaḋ mise, fáiríor! Do méaduiġeaḋ mé gan amras, aċt ní ḟágann soin saiḋḃir mé. Dá laiġead é mo stór, áṁṫaċ, ġeoḃair cuid de. Ag seo ḋuit cúig fáileaċa airgid.

BAḊḂ (ag féaċaint na ḃfáileaċ).—Tá na fáileaċa seo ar ḟeaḃas, aċt ní'l dóṫain na ndéiṫe díoḃ ann.

AONĠUS.—Agus an gcaiṫfead a ṫuilleaḋ aca do ṫaḃairt duit?

BAḊḂ.—Mara dtaḃarfair beir gan fios.

AONĠUS.—Seo deiċ ḃfáileaċa eile ḋuit. Táim creaċta glan agat.

BAḊḂ.—Tá na fáileaċa seo go binn. A cúig, a deiċ. Is maiṫ an coṁaireaṁ é. Aċt ní'l dóṫain na ndéiṫe againn fós. Leantar den ċoṁaireaṁ céadna.

AONĠUS.—Ologón! Tá tuilleaḋ uait?

BAḊḂ.—Níḋ naċ iongnaḋ.

AONĠUS.—Ní fágfair ruainne istiġ ná amuiġ agam. Ar leor leat deiċ gcinn eile?

BAḊḂ.—Leantar den ċoṁaireaṁ.

AONĠUS.—Ní ḃeaḋ do ḋóṫain sna deiċ gcinn mar sin?

BAḊḂ.—Ní ḃeaḋ.

AONĠUS.—Táim scriosta agat. A cúig, a deiċ, sin a cúig déag. Ná beiseá sásta le deiċ gcinn eile?

BAḊḂ.—Ní ḃeinn.

AONĠUS.—Ní ġlacfair an deiċ gcinn eile?

BAḊḂ.—Ní féidir é.

AONĠUS (ag folṁuġaḋ a sparáin).—Ag seo ḋuit a ḃfuil agam, fiċe fáil. Is é an léirscrios é.

BAḊḂ.—A cúig, a deiċ, a fiċe. Tá an coṁaireaṁ i gceart Tá na fáileaċa seo go maiṫ (dá ḃféaċaint), agus beid na déiṫe sásta go fóill.

AONĠUS: Ó taoi-se, a ṁáṫair,
Is na déiṫe sásta,
Innis go sáṁ-ċeart
Cad tá i ndán dam?

BAḊḂ: San oiḋċe aréir seo
Ar do ṡon-sa, a Aonġuis,
Fá scíos is daorġuais
Amuiġ fán aer dam,
Ċonnarc dá réalta
I uaiṁ na spéire:
Ceann díoḃ gléigeal
Lonnraċ laomḋa,
Ceann duḃ faonlag,
Is gur ar éigin
Do ċífeaḋ aoinne é.

Féaċ arís iad!
Tá an ceann duḃ fíorlag
Ag dul i soillseaċt
'S i dtreise coiḋċe.

Do ḃuail le tréinneart
An réalt breáġ ġléigeal
I gcoinniḃ réiltín
Dá ṁúċaḋ i spéartaiḃ;
Is de ḃárr na béime
Do-ċuaiḋ an réalt ġeal
I n-éag mar aon leis.

Annsoin gan aon ṁoill,
Do las na spéarṫa
Ón mbeagréalt soin
Ḃí seal go faonlag.

Ċuaiḋ mo ṡúile i laige
'S do luiġeas ar iomḋaḋ
Le scíos is tuirse.

Trém néal dó ḋearcas-sa
An leanḃ caiṫiseaċ
Ag gol go hatuirseaċ,
Is aṁar dá stracaḋ isteaċ
Fá ḋuḃ-ċrannaiḃ leis.

Flaiṫ ar lár ċonnarc,
I gcuiḃreaċ sáiḋte,
Is fear dliġiḋ láiṁ leis
Ag bagairt ḃáis air.

AONĠUS: A Ḃaḋḃ an tsaorċroiḋe,
An dóiġ go ḃféadfair
An tsnaiḋm do réiḋteaċ?

BAḊḂ: Mo ṁíle léirċreaċ!
Is furus a réiḋteaċ:
An dá réalt soin
Flaiṫrí is Aonġus,
Flaiṫrí i n-éag ragaiḋ
De ḋearcaiḃ ġlé-ṁic
Ċormaic éaċtaiġ;
Is éireoċaiḋ Aonġus
Go soillseaċ aeraċ
I sna spéarṫaiḃ;
Tuilleaḋ i n-aonċor
Anois ní déarfaḋ.

AONĠUS.—Réiḋtiġ aon ċeist aṁáin eile ḋam.

BAḊḂ.—Ní réiḋteoċaḋ tuilleaḋ gan tuilleaḋ fáileaċ.

AONĠUS.—Aon ċeist ḃeag aṁáin?

BAḊḂ.—Oireaḋ is leaṫ-ċeist ní reiḋteoċaḋ na déiṫe gan tuilleaḋ fáileaċ.

AONĠUS.—Ná sásóċaḋ sé iad fáileaċa do ġeallaṁaint dóiḃ?

BAḊḂ.—Is maiṫ an rud geallaṁaint; aċt, má tá freagra uait, caiṫfeam an t-airgead d'ḟaġáil roiṁ ré.

AONĠUS (ag croṫaḋ a sparáin).—Féaċ! tá mo sparán folaṁ; ní'l dada agam.

BAḊḂ.—Cuarduiġ an dara sparán.

Aonġus (i leaṫṫaoiḃ).—Tá fios ag Baḋḃ. (Le Baiḋḃ): Tá aon sparán aṁáin eile agam, aċt is beag atá ann. Ag seo ḋuit deiċ bfáileaċa eile.

Baḋḃ (ag féaċaint na bfáileaċ).—Tá na fáileaċa go hálainn; aċt ní leantar den ċoṁaireaṁ. Fagam dá ḟiċid fáil anois.

Aonġus.—Dá ḟiċid fáil! Naċ féidir gnúise na réalt do léiġeaṁ gan airgead? An aṁlaiḋ a ṁeasann tú mé do ċreaċaḋ?

Baḋḃ.—Ní haṁlaiḋ. Aċt ní tugtar fios don daonnaiḋe spriúnlaiṫe.

Aonġus.—An aṁlaiḋ a beaḋ dá ḟiċid fáil eile uait?

Baḋḃ.—'Seaḋ, má's maiṫ leat fios d'ḟaġáil.

Aonġus.—Ag seo ḋuit anois iad. Sin a bfuil agam ar fad.

Baḋḃ (dá bféaċaint).—Tá siad go maiṫ. Cad tá uait?

Aonġus.—Buḋ maiṫ liom a ḟios a beiṫ agam an mbeiḋ an rí im ḟaḃar.

Baḋḃ.—Méadóċar tú nuair múċfar Ḟlaiṫrí. Beir it árd-ḃreiṫeaṁ.

Aonġus.—Is beag an ṁaiṫeas dam inead Ḟlaiṫrí gan a ṁaoin.

Baḋḃ.—Tá sainnt ċum maoine ort. Buḋ maiṫ leat maoin Ḟlaiṫrí do sciobaḋ leat, aċt is mór leat roinnt fáileaċ do ḃronnaḋ ar na déiṫiḃ.

Aonġus.—Ní haṁlaiḋ a beaḋ a ṫuilleaḋ fáileaċ uait?

Baḋḃ.—Ní péiḋteoċar ceist 'n-a n-éagṁais. Tá fios an ċoṁairiṁ agat féin. Ċeiṫre fiċid fáil an feaċt so.

Aonġus.—Tá fios an ċoṁairiṁ agam! Ċeiṫre fiċid fáil! Cá bfaġainn an méid sin?

Baḋḃ.—San tríoṁaḋ sparán.

Aonġus.—Ó! ṁaise, is tú an scriostóir. (Osclann an tríoṁaḋ sparán): Ag seo ḋuit mar sin ceiṫre fiċid fáil.

Baḋḃ (ag féaċaint na bfáileaċ).—Tá na fáileaċa go ríoġ-ṁaiṫ. Agus anois:

Má tá an ṁaoin sin
Ḟlaiṫrí ġroiḋe uait
Loirg ar ṁnaoi í.

[*Exeunt* Baḋḃ, Ríoġnaċ, is Daol ag breiṫ an ċorcáin leo.]

AONGUS ('n-a aonar).—Sin céad ir cúig fáil déag ir dá ficid imtigte. Tá Dadb 'n-a mnaoi faidbir agur mire com dealb agur binn agur mé ag tarraing an arbair do Dáire. Dála Daidbe—tá fior ag Daidb. Léigid na déite a rún léi; agur do cuir rí meirneac orm. 'Sead, múcfar Flaitrí agur bead-ra im áirdbreiteam. Ir breág liom rain. Act ir ar mnaoi atá orm maoin Flaitrí do lorg. Ir í Maca an bean roin gan amhras.

[An brat anuas.]

---

AMARC A TRÍ.

Coill le hair na Teampac.

[*Intrat* FLAITRÍ, agur greim ar láim aige ar CAIRBRE.]

FLAITRÍ.—Féac, a leinb—féac mar a deinid na mionnáin rúgrad. Féac mar ritid riad.

CAIRBRE.—Ó! féac, a daid—féac ag rit iad.

FLAITRÍ.—An bféadfá breit orta, a rúin?

CAIRBRE.—Ní féadfainn, a daid; tá an coirideact ró-mait aca.

FLAITRÍ.—Ar mait leat go mbéarfainn-re ar ceann aca duit?

CAIRBRE.—Dad mait, a daid.

FLAITRÍ.—Cad cuige, a maoin?

CAIRBRE.—Cum é breit a baile liom.

FLAITRÍ.—Cad cuige? Cá gcoimeádfá é?

CAIRBRE.—Amuig ran bfaitce.

FLAITRÍ.—Dar ndóig d'éalócad ré uait.

CAIRBRE.—Ní éalócad, a daid.

FLAITRÍ.—D'éalócad, go deimin.

CAIRBRE.—Ná cuirfinn-re urcall fé?

FLAITRÍ.—An amlaid a marbócta é?

CAIRBRE.—Ó! ní marbócainn, a daid.

FLAITRÍ.—Féac an fear ag teact fá n-ár ndéin agur mionnán aige.

CAIRBRE.—Ó! tá an mionnán roin marb, a daid. Féac an fuil—Ó! Ó!

[*Intrat* CONAIRE agur mionnán marb ar iomcar aige.]

FLAIṪRÍ.—'Seaḋ, a Ċonaire, is tráṫaṁail an teaċt agat é. Ba ṁaiṫ an rud dá mbeaḋ gaċ aoinne ċoṁ dúṫraċtaċ leat-sa.

CONAIRE.—Ṁaise, deinim mo ḋíċeall, a ḟlaiṫ; agus, dar ndóiġ, is leor soin.

[Cromann CAIRBRE ar ṡúgraḋ tamall uaṫa.]

FLAIṪRÍ.—A Ċonaire, bí iontaoiḃ agam asat riaṁ, agus táim anois ċum cúram do ċur ort, agus ní cúram go dtí é.

CONAIRE.—Cibé rud is maiṫ leat, a ḟlaiṫ. Ná bíoḋ eagla ort go dteipfeaḋ-sa ort.

FLAIṪRÍ.—Béaraḋ i dtaisce ḋuit an earraḋ is luaċṁaire i nÉirinn.

CONAIRE.—An aṁlaiḋ ná fuil agat féin ársus agus coṁra daingean is glas air, a ráḋ go ḃfuilir ag braṫ orm-sa ċum do ṁaoin tsaoġalta do ċoiméad ḋuit?

FLAIṪRÍ.—Ní ór ná maoin tsaoġalta atá agam le taḃairt i dtaisciḋ ḋuit, a Ċonaire, aċt rud níos luaċṁaire 'ná iad soin féin.

CONAIRE.—Dar ndóiġ ní luaċṁaire earraḋ ar biṫ 'ná ór is séada.

FLAIṪRÍ.—An ḃfeiceann tú an leanḃ soin? Is é sin an mac is sine ag an ríġ, agus, níḋ naċ iongnaḋ, tá cion anma ag a aṫair air. Beiḋ an leanḃ so 'n-a ríġ ar Éirinn fós. Congaiḃ i ḃfolaċ agat féin é go ḃfuiġir scéala uaim-se, agus ná faġaḋ duine ná daonnaiḋe a ṫásc ná a ṫuairisc uait go gcuirfeaḋ-sa féin fios air.

CONAIRE.—Tá go maiṫ, a ḟlaiṫ. Aċt cionnus a beiḋ a ḟios agam-sa gur tusa féin a ċuirfiḋ scéala ċugam?

FLAIṪRÍ.—Is maiṫ an áit go raḃais. Bíoḋ an abairt seo "na ċeiṫre coṁairleaċa" mar ċoṁarṫa agat. Cibé duine raġaiḋ fád ḋéin is aḋéarfaiḋ na focail sin, bíoḋ a ḟios agat gur teaċtaire uaim-se é, agus déan rud air.

CONAIRE.—'Seaḋ, tá mo ċeaċt agam anois, a ḟlaiṫ. (Le CAIRBRE): Tar liom-sa, a ċara, a leanḃáin óig; gluais liom, a ṁaoiniġ.

[Aḋeir CAIRBRE 'n-a ċoinniḃ, riṫeann fá ḋéin FLAIṪRÍ is gaċ aon béic aige.]

CAIRBRE.—Ní ragad, ní ragad! A daid, beir leat a baile mé. Téanam a baile—a baile linn ar ro!

[Goileann ir rcreadann.]

CONAIRE.—Tar liom-ra, a leinb óig; tar liom-ra. Déan, a croide; ná bíod rcát ort. Bead an-ceanamail ort. Tá mionnán óg id comair agam, a beid ag rit ar na bántaib ir ag rúgrad id focair.

CAIRBRE (ag gol).—Ní ragad. Tá do mionnán marb.

CONAIRE.—Béarrad ar mionnán eile duit, a cuid—béarrad, ná bíod eagla ort.

FLAITRÍ.—Éirig le n-a coir, a leinb, a croide, éirig, mar a déanfad leanb mait.

CAIRBRE (ag gol).—Ó! ní féadfainn é—ní féadfainn é! Ó! Ó! (Béiceann ir rcreadann.) Beir leat a baile mé—beir leat a baile mé, a daid.

CONAIRE.—Ní bfuigfear le bogr态 é, a flait.

FLAITRÍ.—Caitfir é breit leat. Beid uaignear orm-ra 'n-a diaid; act ní'l leigear air. Árduig leat é, a Conaire, ir ná caill orm.

CONAIRE.—Tá go mait, a flait.

[Árduigeann CONAIRE leir CAIRBRE 'n-a baclainn, ir gac aon liúg aige, agur é ag iarraid a greim do rcaoilead.]

FLAITRÍ.—Mo greidín mo leanb bocт! Nac mór é a cion orm-ra! Tá eagla orm go mbeid buaidirt ir uaignear air i bfocair Conaire. Act ní fada go bfeicfead arír é, le congnam na ndéite. Ní fuláir rian na fola beit ar mo lámaib agur ar muincille m'ionair agam. 'Sead, geobad oiread ir déanfaid mo gnó ar an mionnán ro Conaire. Sin é annro agam é. (Cuireann ré rian fola ar a lámaib agur ar muincille a ionair.) Ir luga le luad an fuil reo 'ná fuil Cairbre.

[An brat anuar.]

---

AMARC A CEATAIR.

Dún Flaitrí.

[AOIFE 'n-a haonar.]

AOIFE.—Tá a cuid ullam le fada, ir gan Flaitrí ag teact, ná aon tuairirc air. Ní cuimin liom é beit com déideanac ro

riaṁ. Cad tá dá ċoimeád i n-aon-ċor? D'ḟéidir gurab é an leanḃ atá dá ṁoilliuġaḋ. Is aṁlaiḋ atá sé ag iomċur Ċairbre 'n-a ḃaclainn, is dóċa. Mo ġreiḋín é Cairbre, is uaigneaċ atá an dún againn 'n-a éagmais! Is é an leanḃ meiḋreaċ cneasta é—na déiṫe dá ḃeannaċaḋ! Á! airiġim coiscéim; tá Flaiṫrí ċugam.

[*Intrat* Flaiṫrí agus gruaim air.]

Na mílte fáilte roṁat, a Ḟlaiṫrí, a céile mo ċroiḋe! Anois díreaċ do ḃíos ag cuiṁneaṁ ort. Cad do ċonġaiḃ ó ṁaidin tú? Tá an biaḋ fuar ag feiṫeaṁ leat.

FLAIṪRÍ.—Naċ mór an deaḃaḋ ḃí ort le biaḋ? Buḋ ċóir ná bacfá leis go ḃfillfinn.

AOIFE.—Ullṁuiġtear an biaḋ um an dtaca so gaċ aon lá. Cad ċuige ḋuit gan filleaḋ a ḃaile i n-am, a Ḟlaiṫrí?

FLAIṪRÍ.—Ní raiḃ leiġeas agam air. Do cuireaḋ moill orm.

AOIFE.—Is saoráideaċ a tagann leaṫscéal ċugat. Cad do ċuir moill ort?

FLAIṪRÍ.—Is iomḋa rud a ċuir moill orm.

AOIFE.—Cá ḃfuil an leanḃ?

FLAIṪRÍ.—Cad é an leanḃ?

AOIFE.—Cad é an leanḃ? Cairbre.

FLAIṪRÍ.—Cá ḃfios daṁ-sa soin?

AOIFE.—Ná raiḃ sé it ḟoċair ag imṫeaċt as so ar maidin?

FLAIṪRÍ.—Ḃí ceana. Ó! 'seaḋ, tá sé im ḋiaiḋ. Tá cailín ag taḃairt aire ḋó.

AOIFE.—'Seaḋ, tar annso is caiṫ do ċuid bíḋ.

FLAIṪRÍ.—Ní ḟéadaim biaḋ do ċaiṫeaṁ anois.

AOIFE.—Cad é a ċúis?

FLAIṪRÍ.—Mar ná fuil ocras orm

AOIFE.—Ní'l ocras ort? Is ait an scéal é.

FLAIṪRÍ.—Ní'l aon ocras orm.

AOIFE.—Cad é a ċúis ná fuil ocras ort indiu seoċ aon lá eile?

FLAIṪRÍ.—Ní feadar don tsaoġal. Tá an lá go broṫallaċ.

AOIFE.—An lá go broṫallaċ! Ar airiġ aoinne riaṁ a leiṫéid de leiṫscéal?

FLAIṪRÍ (*a ċainnt ar leataḋ air, mar ḋ'eaḋ, agus a ḃas ar a éadan aige*).—Ní'l a ṁalairt de leiṫscéal agam.

AOIFE.—Tá rud éigin ort, a Ḟlaiṫrí.

FLAIṪRÍ.—Ní mó biorán is é.

AOIFE.—Tá rud éigin ag déanaṁ buaiḋearṫa ḋuit. Innis dam cad tá ort.

FLAIṪRÍ (is gur ar éigin atá ann labairt, mar ḋ'eaḋ).—Léig dam féiniḋ. Ní ḟanfaiḋ aon níḋ orm.

AOIFE.—A Ḟlaiṫrí, a ṁaoin, innis dam cad tá ort.

FLAIṪRÍ.—Ní'l aon níḋ orm, a ḃean. Léig dam féiniḋ.

AOIFE.—Ní léigfead duit go mbeiḋ a ḟios agam cad tá ag déanaṁ buaiḋearṫa ḋuit.

FLAIṪRÍ.—Ní haon níḋ é. Tarraing cúram éigin eile ort.

AOIFE.—Tá rud éigin ag déanaṁ buaiḋearṫa ḋuit indiu. Cá ḃfuil Cairbre? Cá ḃfuil an leanḃ?

FLAIṪRÍ.—Ní ḟeadar-sa.

AOIFE.—Ní ḟeadaraois? Cia inneosaiḋ duit é? Ná duḃrais go raiḃ cailín ag taḃairt aire ḋó?

FLAIṪRÍ.—Ná bí dom ċráḋ, a Aoife.

AOIFE.—Innis dom cad tá ag déanaṁ buaiḋearṫa ḋuit.

FLAIṪRÍ.—Ní ḟéadaim é, a Aoife.

AOIFE.—Cad é a ċúis? Ḃuḋ ċóir go mbeaḋ ionntaoiḃ agat as do ṁnaoi?

FLAIṪRÍ.—Mo ċreaċ, ní maiṫ liom a leiṫéid d'ualaċ do ċur ort. Ḃrúġfaḋ sé go talaṁ ṫú.

AOIFE.—Ní ḃrúġfaḋ. Innis dom cad tá ort.

FLAIṪRÍ.—A Aoife, a rúin mo ċléiḃ, do scoiltfeaḋ an t-ualaċ soin an croiḋe ionnat. Tá mo ċroiḋe féin i n-a ḋá leaṫ uaiḋ.

AOIFE.—Roinn an t-ualaċ liom-sa, mar sin, d'ḟonn a éadtromuiġṫe.

FLAIṪRÍ.—Ní féidir sin do ḋéanaṁ. Dá sroiċfeaḋ oiread is aon triolla aṁáin de aoinne eile beimís ar lár go deo.

AOIFE.—Diṫ céille. Cad ċuige go ḃfuiġeaḋ aoinne eile oiread is gaoṫ aoin triolla aṁáin de?

FLAIṪRÍ.—Ó, dá mbeaḋ deiṁin agam ná scéiṫfeá ar mo rún!

AOIFE.—An mar sin é, a Ḟlaiṫrí? An í sin an ionntaoiḃ atá agat as do ḃaincéile? Ní léigfir do rún liom. Tá eagla ort roṁam. Tá eagla ort go scéiṫfead ort. An ċuige sin

do ṗósais mé is gur ḃronnais tú féin is a raiḃ agat orm? Tá's agam anois nár ḃ'í an ḟírinne ḃí id ḃéal nuair ḋearḃuiġis gur liom ar fad tú. Ní liom! Tá cuid ded ċroiḋe ḋiaṅair ḋorċa nać liom! Tá rún san ċroiḋe sin agat, rún diaṁair gortuiġṫe ná léigfeá liom. Nać cuma soin nó mé ċur uait ar fad. Ní bean duit fearta mé. Táim deiġilte uait. Do ċeilis rún do ċroiḋe orm. Ó! Ó! Ó!

Oćón mo ṁairg,
Nać truaġ mé im beaṫaiḋ,
Gan fear im ḟarraḋ,
Do roinnfeaḋ a anam,
Ná a ċroiḋe liom fearta.

Ó! Ó! Ó! (cromann ar ġol).

FLAIṪRÍ.—Bíoḋ foiġne agat, a Aoife.

AOIFE (ag teaċt ċuiċe féin beagán). Is maiṫ an rud an ḟoiġne 'n-a háit féin. Aċt ní foiġne do ṁúrclófá-sa ionnam; is aṁlaiḋ do luiġfeá cos orm. Do ḃrisfeá mo ċroiḋe. Do ḃainfeá mo ṁeaḃair is mo ċiall díom. An ċuige sin do ṡnaiḋmis liom, is gur ṁeasa leat mé 'ná Saḋḃ an traiḋḃris. Ó, mo ṁíle mallaċt ar an lá ṗósas tú, maran dear an íde ṫugann tú orm. Faire ċuġat, a ḋuine gan ċroiḋe, maran mór an greim atá agat ar do rún. Ó, Ó (goileann).

FLAIṪRÍ (anfaiḋ air, mar ḋ'eaḋ).—A ġráiḋ ḋil, má léigim leat an rún, an ḃféadfair é ċoimeád agat féin, agus gan oiread is siolla ḋe do léigean le duine ar biṫ ná leis an dtalaṁ féin?

AOIFE (ag gol).—Ná beaḋ ionntaoiḃ agat asam?

FLAIṪRÍ.—Rún is eaḋ é, dá scéitfiḋe ar siolla ḋe, do ṁillfeaḋ ar fad sinn is do ċuirfeaḋ ceann fé ar ar gcloinn is ar ċloinn ar gcloinne go deo deo. Ní hionntaoiḃ é léigean le haoinne beo, mar ḃrisfeaḋ a ṫruime an croiḋe daonna. O! a Aoife, ná hiarr orm é léigean leat—O! ná hiarr orm é!

AOIFE (ag gol).—Ná beaḋ ionntaoiḃ éigin agat as do ṁnaoi?

FLAIṪRÍ.—An ndearḃóċair ná léigfir siolla ḋe as do ḃéal go ḃráṫ?

AOIFE.—Agus cad é an ṁaiṫeas dom dearḃugaḋ is ná creidfeá mé?

FLAIṪRÍ.—Bíoḋ a ḟios agat, a Aoife, gur measa an rún míle uair 'ná an bás. Bíoḋ a ḟios agat naċ ceaduiġṫe duit liúġ ná béic do léigean asat, ná oireaḋ is bagairt na súl ná an cor is luġa do scéiṫeaḋ air.

AOIFE.—Ná beaḋ muinġin agat asam?

FLAIṪRÍ.—Tá muinġin agam asat, a Aoife. Mionnuiġ anois ná ragaiḋ an rún so ṫarat.

AOIFE (ag mionġol).—Tugaim na déiṫe, an ġrian is an t-éasca is réalta neiṁe, is mo ḋualgas dom ċéile pósta, ná léigfeaḋ go bráṫ siolla ná liúġ ná gáir asam ná cuirfeaḋ an cor is luġa díom d'ḟágfaḋ an rún a léigfir liom i gconn-taḃairt a scéiṫte.

[Téiḋeann Flaiṫrí go dtí an doras is daingniġeann é is tugann súilḟéaċaint mórdtimċeall an tiġe.]

FLAIṪRÍ.—Ní dóiġ liom go ḃfuil aoinne ag éisteaċt linn (i gcogar, agus anfaḋ air). An ḃfeiceann tú an rian so ar mo láṁaiḃ is ar ṁuinċillíḋiḃ m'ionair? Fuil is eaḋ é! Fuil Ċairbre. Do ṁarḃas i ndiu san ċoill é. Ní ḃeiḋ fios an éaċta soin ag aoinne go bráṫ aċt agat-sa ar leiṫliġ.

AOIFE (Dá stracaḋ féin siar is scannraḋ uirṫe).—Do ṁarḃais Cairbre? Fuil Ċairbre? A Ḟlaiṫrí, an ar gealtaiġ ataoi?

FLAIṪRÍ.—Ar gealtaiġ do ḃíos is a leiṫéid d'éaċt do ḋéanaṁ, aċt ní'l leiġeas air anois. Tá Cairbre marḃ.

AOIFE.—Ologón. Cairbre marḃ, cad a ḋéanfaḋ i n-aonċor i n-aonċor? Ologón, ologón, Ó! Ó!

FLAIṪRÍ.—Ciuinig, a Aoife, aireoċar tú. Nár ṁionnuiġis—

AOIFE.—Ó mo ċráiḋteaċt! Ní ḋéanfaḋ na deaṁain aeir féin dá olcas iad aon ġníoṁ ċoṁ holc leis an ngníoṁ soin: páiste leinḃ do ṁarḃaḋ gan ċúis gan aḋḃar. Is gurab é mac an ríoġ féin é, agus a oiġre dílis, Ó, Ó, agus é ar oileaṁain ag an té ṁairḃ é. Oċón, oċón!

Oċón mo ṁairg,
A Ċairbre, a leanḃ;
Is níor ḋoirt Flaiṫrí
T'ḟuil i n-aisciḋ,

Mar dá lámaiḃ leanfaiḋ
Is dá ṫeinnteán ḟairsing
Is dá ċloinn an faid ṁairfid
Gan ċaoi ar ḋul as dóiḃ. Ó, Ó.

[Buaileann a bara, goileann is screadann].

FLAIṪRÍ.—A, Aoife, nár ṁóidigis im láṫair—

AOIFE.—Ciorrḃaḋ ort, a ropaire an ḟeill, fág mo raḋarc ní——

FLAIṪRÍ.—Ná léig do ġlór tar tiġ, a Aoife, aireoċaiḋ an rí——

AOIFE.—Aireoċaiḋ an rí do ġairce. Aireoċaiḋ soin. An aṁlaiḋ do ṁeasfá go léigfinn-se ionad mo ṗáirte ar an dteinnteán leis an bfeallṫóir do ḃain dá ṫreoir é?

Ó, faire, faire,
Mo ġráḋ mo leanḃ,
A ċuid fola ar leaṫaḋ,
Ar ḃán ó ṁaidin.

[Buaileann a bara is goileann].

FLAIṪRÍ.—A Aoife, a rúin, cad is dóiġ leat? An aṁlaiḋ do ṁillfeá ar fad sinn?

AOIFE.—Táimíd millte ceana, agus ní milleaḋ go dtí é. Aċt cia ṁill sinn? An té ṁarḃ leanḃ an ríoġ is gan ann é féin do ċosaint. Sin é ṁill sinn.

FLAIṪRÍ.—Ciuiniġ, aireoċar tú.

AOIFE.—Is cuma liom. Is fada ó ḃaile ṡroiċfiḋ an scéal so. Féaċ air, airiú, féaċ ar an ndúnṁarḃṫóir, féaċ go ḃfuil cead a ċos aige fós.

[Riṫeann go dtí an doras agus liuġann].

Scrios! creaċ! éirleaċ! Ó an gcloistí? Tá Cairbre marḃ airiú! Tá mac an ríoġ marḃ! Do deineaḋ feall ar an bpáirte! Tagaiḋ annso láiṫreaċ, nó éalóċaiḋ fear an ḟeill uainn! Ó! tá rian na fola ar a lámaiḃ fós! Ó brostuiġiḋ, brostuiġiḋ! An ḃfuil aoinne ag éisteaċt liom? Naċ truaġ an toisc orm é? Brostuiġiḋ—brostuiġiḋ! Tar a leiṫ, a Labraiḋ, tar a leiṫ, a Eoċaiḋ, tar annso gan moill! Ó! bros-

tuigiḋ, ḃrostuigiḋ! Ó! Ó! Ó! Imṫeoċaiḋ sé, éaloċaiḋ sé uainn, Ó! Ó!

[*Intrant* Labraiḋ agus Eoċaiḋ. Tugann Flaiṫrí iarraċt fá éalóḋ.].

Cuiriḋ i gcuibreaċ go daingean é. Ná leigiḋ dó éalóḋ. Ceanglaiḋ é. Do ṁairḃ sé Cairbre.

LABRAIḊ is EOĊAIḊ (i n-aoinḟeaċt).—Níor ḋein sé a leiṫéid.

AOIFE.—Ó, do ḋein, do ḋein. Féaċ an fuil ar a láṁaiḃ.

LABRAIḊ (ag breiṫ ar Ḟlaiṫrí is Flaiṫrí ag iarraiḋ éalóḋ uaiḋ). Cad é do ḋeiṁniuġaḋ ar an níḋ seo, a Aoife?

AOIFE.—A aḋṁáil féin; Ó, ná feiceann tú fuil an leinḃ ar a láṁaiḃ?

LABRAIḊ.—Ní haṁlaiḋ a ṁarḃais Cairbre, a Ḟlaiṫrí?

FLAIṪRÍ.—Cad é an ṁaiṫeas dam é ṡéanaḋ anois? Tá scéiṫte ag Aoife orm.

AOIFE.—A! a ċlaḋaire an feill!

LABRAIḊ.—Ó! faire! (Insiúċann láṁa FLAIṪRÍ.) Faire! faire! Ó! féaċ fuil an leinḃ uasail! Ó! faire—faire!

EOĊAIḊ.—Ó! naċ é an scrios é! Fuil an leinḃ, Ó! Ó!

[Ceanglaid Flaiṫrí agus anuas leis an mbrat].

Foirċeann Ġníoṁa a haon.



## Gníoṁ a Dó.

### Aṁarc a hAon.

Áit eile san ċoill le hais na Teampaċ.

[Aonġus 'n-a aonar.]

AONĠUS.—Naċ breáġ deas cúṫail an áit í seo? Is aoibinn beiṫ ag éisteaċt leis an gceol a scaiptear timċeall ó ċrannaib is beiṫ ag aṁarc na mbán is iad dá lorcaḋ le teas na gréine. Áit í seo ġríosuiġeann ċum maċtnaiṁ mé, is ċuireann an ré atá caiṫte agam i gcuiṁne dam. I dtaob an tsaoġail atá róṁam, ní ḟéadaim é do ṁeas. Fágaim soin fá Ḃaiḋḃ. Dála an ríoġ, tagann gruaim air nuair ċíonn sé ċuige mé. Ní hionntaoiḃ an ċealg atá i gcroiḋe Ḟlaiṫrí. Is fíor gur ṁéaduiġ sé mé. Is aige atá a ḟios, áṁṫaċ, cionnus aiseag d'ḟaġáil ann. Níor ḃuail sé riaṁ iomam gan maslaḋ do ṫaḃairt dam. Díolfaiḋ as. Ní ḃead-sa sásta im aigne go gcuirfead an ruaig air is go mbeiḋ greim ar a ṁaoin agam. Tá báiḋ naċ beag ag an ríġ leis. Dá dtigeaḋ liom an rí do ċur 'n-a ċoinniḃ, ḃeaḋ rud éigin dá ḃárr agam. An droiċ-íde a ṫugann sé ar an leanḃ, cuireann soin buaiḋirt orm. Ḃuḋ ḋóiġ le duine gur madra ḃeaḋ dá ṫarraing aige ar fuaid na gcoillte. Do ċuireas an droiċ-íde sin i n-uiṁail don ríġ, agus is é ḃí go feargaċ. Má's fíor a nduḃairt Ḃaḋḃ, cuirfead an ruaig ar Ḟlaiṫrí, is beiḋ a ionad agam-sa, agus b'ḟéidir go bfuiġinn a ṁaoin le Maċa.

[*Intrat* Maċa.]

A Ṁaċa, a ġráḋ dil, anois díreaċ do ḃíos ag cuiṁneaṁ ort. Do ḃí t'ainm im ḃéal agam an neoment so, is mé ag cainnt liom féin. Cionnus taoi?

MAĊA.—Go ríoġ-ṁaiṫ, a Aonġus, a ṁaoin. Is beag do ṡíleas go gcasfaiḋe orm annso tú.

AONĠUS.—Is iad do ṡúile lasṁara do ṡeol fám ḋéin tú, agus tá na mílte fáilte róṁat ag Aonġus. An ḃfuil aon scéal agat dam?

MAĊA.—Cad iad na scéalta ḃeaḋ uait? Naċ ró-ġeárr ó ḟágamar araon dún Ḟlaiṫrí mar a mbíd na scéalta go léir, is

mar a raiḃ comráḋ milis againn leis an lánaṁain ḟéanṁair sin.

AONĠUS.—Is iomḋa éaċt do ṫarlóċaḋ ó ḃíomar i nDún Ḟlaiṫrí. Aċt, a Ṁaca, a ċroiḋe istiġ, cuireann an tagairt sin do ṗósaḋ Ḟlaiṫrí buaiḋirt orm, mar gur baoġalaċ gur fada uainn ar bpósaḋ fein.

MAĊA.—Tá súil agam ná beiḋ aon an-ṁoill orainn. Do ṁéaduiġ mo ḋearḃráṫair tú, agus ḃéaraiḋ sé coṁtrom duit.

AONĠUS.—Do ṁéaduiġ sé mé, gan amras. Aċt is maiṫ an sás díol do ḃaint as commaoin é.

MAĊA.—Caḃróċaiḋ Flaiṫrí liom-sa ar aon ċuma, is ní ag cur im ċoinniḃ a ḃeiḋ sé.

AONĠUS.—An faid ṁairfiḋ Flaiṫrí is an rí 'n-a ḟaḃar, ní ḃeiḋ ionnam-sa aċt mogaḋ. Dá mbaḋ is go bpósfaiḋe féin sinn, ní ḃeaḋ agat aċt mogaḋ mar ċéile.

MAĊA.—Do leanfaḋ an rí coṁairle Ḟlaiṫrí.

AONĠUS.—Is beag dá ṁearḃall soin orm ; agus, dá ḃríġ sin, an faid a ḃeiḋ toraḋ ag an ríġ air, ní ḃfuiġead-sa ceart ná cóir.

MAĊA.—Tá croiḋe fairsing ag Flaiṫrí, a Aonġus.

AONĠUS.—Má's fairsing a ċroiḋe, is beag a ḃéaraiḋ sé ḋaṁ-sa aċt fonóṁaid is masla. B'ḟearra ḋam seaċt n-uaire fanaṁaint mar a raiḃ agam—ag roṁar na gclas, ag daing-niuġaḋ, ag cur criaḋ, is ag tarraing an arḃair do ṫagaḋ ó ċorán ḟean-Dáire—'ná méaduġaḋ den tsaġas so do ġlacaḋ : méaduġaḋ gan urraim, méaduġaḋ ná fuil maoin ná saiḋḃreas ag dul leis, droċ-ṁeas orm ag an té ṁéaduiġ mé, agus go gcuirfeaḋ sé tríd an dtalaṁ síos mé, dá mb'ḟéidir leis é. A Ṁaca, ní ḟulaingeoċad a ṫuilleaḋ den íde sin uaiḋ. Tá mo ċorp is m'anam ċoṁ maiṫ le corp is anam Ḟlaiṫrí. Tá an ḟuil 'sna cuisleannaiḃ agam ċoṁ dearg le n-a ċuid fola súd. Ní ċuirfead suas le n-a ṫuilleaḋ dá maslaḋ. B'ḟearr liom iarraċt do ṫaḃairt fá n-a leagaḋ is a ḋíḃirt a Teaṁair.

MAĊA.—A Aonġus, a ṁaoin, brisfiḋ mo ċroiḋe má ḃíonn tú ag tromaiḋeaċt ar an gcuma soin ar mo ḋearḃráṫair ċeannsa.

AONĠUS.—Bristeas ar gcroiḋṫe i n-aoinfeaċt. Aċt, cogar i leiṫ ċuġam, tá cion ag Flaiṫrí ort—ar ċuir sé a ċion i n-uṁail duit riaṁ?

MAĊA.—Bíonn sé i gcoṁnuiḋe dá ċur i n-uṁail dam. Cad a ḋéanfainn mar a mbeaḋ go ngoilleann mo ḃuaiḋirt air?

AONĠUS.—Ó! 'seaḋ, tagann an ċainnt go saoráideaċ ċuige. Is milis sleaṁain an fear é, gan aṁras. Aċt ar tug sé aon níḋ riaṁ duit gur ḃ'ḟiú é d'ḟagáil? An raiḃ a leiṫéid sin d'ionnṫaoiḃ asat riaṁ aige?

MAĊA.—Do ḃeaḋ, gan aṁras, dá mbeaḋ caoi aige air. Is ṁaiṫ atá a ḟios agam go dtiubraḋ sé a anam i dtaisciḋ ḋam.

AONĠUS.—Coimeádaḋ sé an t-anam soin aige féin go fóill. Bíoḋ a ḟios agat, áṁṫaċ, ná pósfar le céile sinn go ḃfeicfead lem ṡúiliḃ cinn deiṁniuġaḋ ar a ċuid ceana duit.

MAĊA.—Cad é an deiṁniuġaḋ do ḃeaḋ uait, a ċroiḋe?

AONĠUS.—Tá's agat, a Ṁaċa, gur ṁéaduiġ Flaiṫrí mé, aċt b'é sin an méaduġaḋ tur. Is beag da ṁaoin traoġalta do lean é. Is boiċte mé anois 'ná mar ḃíos is mé im ṁoġaḋ; óir is boiċte uasal dealḃ 'ná criaḃaire dealḃ. Aċt dá snaiḋm-tiḋe le céile sinn, a Ṁaċa, buḋ ḃoiċte 'ná riaṁ mé. Buḋ ṁóiḋide mo ċostas é, agus is aṁlaiḋ do ḃeaḋ Flaiṫrí san ár orm dá ḋruim sin.

MAĊA.—Is fuar é do ġráḋ ḋam-sa, agus a leiṫéid sin do ráḋ.

AONĠUS: Mo ṡeaċt n-oċlán!
Da ṫeoḃaċt é an gráḋ,
Ní ḃeirḃeoċaḋ corcán.

Ní'l aon ṁaiṫeas i gcainnt. Caiṫfeam scaraṁaint le céile maran ruḋ é go ḃfeiceaḋ rian saiḋḃris do ḋearḃráṫar ort.

MAĊA.—Scaraṁaint le céile! An dá ríriḃ atáoi? Nó an aṁlaiḋ a ṁeasann tú mé do ċráḋ? Naċ fada anois ó luaiḋ-eaḋ ar n-ainmneaċa araon i gcúirt an ríoġ, agus gur dóiġ leis an ríġ féin gur geárr go bpósfar le céile sinn?

AONĠUS.—'Seaḋ, faġaim seoiḋe, feicim cuid de ṁaoin traoġalta do ḋearḃráṫar agat, agus beam d'aon-ḃuiḋin.

MAĊA.—Cionnas d'ḟéadfainn-se teaċt ar ṁaoin traoġalta mo ḋearḃráṫar?

AONĠUS.—Agus an aṁlaiḋ a ṁeasann tú sratar an dealḃas do ḃualaḋ orm-sa, ruḋ do ḃuailfeá dá snaiḋmtiḋe liom tú gan spré gan——

MAĊA.—Tá mo ṁuinġin as Flaiṫrí.

AONĠUS.—Ní'l aon ṁuinigín agam-sa as, aċt an droċ-ṁuinigín.

MAĊA.—Is minic a ċuir sé a ċion i n-uṁail dam.

AONĠUS.—Níor ṫeip an ċainnt riaṁ air.

MAĊA.—Ní'l aon ṁeas ar ċainnt agat-sa, is dóċa. Cad tá uait?

AONĠUS.—Is maiṫ atá a ḟios agat gur mian liom coṁarṫa éigin de ṡaiḋḃreas Ḟlaiṫrí d'ḟeicsint agat.

MAĊA.—Mo ṁairg! agus is gránna ċaillis orm. Ní haṁáin gur ġeallais go nglacfá liom mar ċéile, aċt ċuiris i n-uṁail don ríġ féin is dá ċoṁluadar gur ġearr go ndéanfaiḋe snaiḋmeaḋ orainn. Níor léigis ort an tráṫ soin go raiḃ aon ḃeann agat ar spré ná ar ṡeodaiḃ. Do léigis ort go raiḃ ionntaoiḃ as Ḟlaiṫrí agat, agus go nglacfá a ḃfuiġfeá; aċt anois, gan ċúis gan aḋḃar, taoi ar tí mé ṫréigean, mé radaḋ uait, i dtreo go mbeinn im ċeap magaiḋ ag uasal is ag íseal. Ba lá léin dam an ċéad lá riaṁ do ċonnarc tú! (Goileann.)

AONĠUS.—Faġaim dearḃuġaḋ ar an gcion atá ag Flaiṫrí ort.

MAĊA.—Ná taḃarfá uain dam ċum m'anál do ṫarraing. Naċ mór an tsainnt ċum maoine do ġaḃ tú le déiḋeanaiġe! Má——

[*Intrat* LABRAIḊ agus anfaḋ air.]

LABRAIḊ.—A Aonġus, ar airiġis an t-éaċt—— (Luiġeann a ṡúil ar Ṁaċa.) Móraḋ duit, a ḃean uasal!

AONĠUS.—Cad é an t-éaċt, a Laḃraiḋ?

LABRAIḊ.—Éaċt a leaṫfaiḋ cuṁa fá ṫíorṫaiḃ Éireann, agus ag a ḃfuil teinnteán an ríoġ ċeana féin báiḋte i mbrón.

AONĠUS is MAĊA (i n-aoinfeaċt).—Cad é féin? Scaoil ċuġainn é.

LABRAIḊ.—Tá Cairbre marḃ.

AONĠUS.—Marḃ, an ndubrais? Cairbre marḃ!

LABRAIḊ.—'Seaḋ, marḃ. Do deineaḋ feall air.

AONĠUS is MAĊA (i n-aoinfeaċt).—Feall! Cia dein an feall air?

LABRAIḊ.—Is brón liom le n-aiṫris gur ar Ḟlaiṫrí féin is mó atá amras.

MAĊA.—Flaiṫrí! Cad a ċuir an ainm sin id ḃéal?

AONGHUS.—Ní dhéanfadh Flaithrí a leithéid.

LABHRAIDH.—Tá sé fá ghreim. Admhuigheann sé féin an t-éacht, agus do fuarthas rian na fola ar a lámhaibh. Tá tocht dóláis ar an ríg, agus budh mhaith leis go dtiocfá fá n-a dhéin. Tá fógradh amuigh uaidh ag a rádh gur tusa an t-áirdbhreitheamh i n-ionad Fhlaithrí.

AONGHUS.—Is cúis chatuighthe don tír ar fad an t-éacht so. Raghad láithreach fá dhéin an ríogh. Slán agat, a Mhacha. (I leath-taoibh) : Nach maith a bhí fios an scéil ag Baidhbh is ag a cuideachtain!

MACHA.—Slán leat.

[*Exeunt* Aonghus is Labhraidh.]

MACHA.—Mo mhíle mairg! agus an mar sin atá an scéal agat, a Fhlaithrí, a rúin? Cad a dhéanfad, má's fíor gur dhein mo dhearbhráthair gníomh den tsaghas soin? Tá náire go deo fágtha agam féin is ag a mbaineann liom. Ní bheidh meas ag an ríg go deo arís ar aoinne againn. Ainm m'athar féin atá fá'n bhfód, marbhóchar é. Faire! faire! cad déarfaidh na huaisle! Cad déarfaidh Aonghus? Muinntear Fhlaithrí ag dul le fánaidh agus Aonghus ag éirghe! Is fearr moghadh méaduighthe 'ná uasal go mbeadh náire fágtha aige. Sin beárna iar n-a hoscailt d'Aonghus. Sin é ionad Fhlaithrí iar n-a fhagháil aige. An mbeidh an sean-ghrádh aige dham-sa? Sin í an cheist. Tá eagla orm roimhe. Ní mé féin atá uaidh anois, acht maoin Fhlaithrí. Budh dhóigh le duine air ó chianaibh gur b'eol dó go raibh cuid de shaidhbhreas Fhlaithrí i gan fhios agam. Tá an cumhdach so agam (tarraingeann sí chúiche an cumhdach), agus, má tá, coingeochad greim air; agus, mara meallfainn féin Aonghus, b'fhéidir go meallfadh an cumhdach so é. Ní scarfainn leis an gcumhdach so dá dtagadh an rí féin chugam ar a lorg.

[An brat anuas.]

---

AMHARC A DÓ.

Dún i dTeamhair.

[FLAITHRÍ i ngéibhinn. *Intrat* BRAS.]

BRAS.—Móradh duit, a flaith uasail!

FLAITHRÍ.—Fáilte romhat, a Bhrais! Ar thugais mo theachtaireacht chum mo dheirbhféathar?

BRAS.—Do thugas, a flaith uasail.

FLAIṪRÍ.—Ar ṫug sí ḋuit an cuṁdaċ do ṫugas i dtaisciḋ ḋi?

BRAS.—Níor ṫug, a ḟlaiṫ.

FLAIṪRÍ.—Níor ṫug! Cionnas soin? Ná dubrais go raiḃ gáḃaḋ agam leis?

BRAS.—Duḃart léi go raiḃ gáḃaḋ deacraċ agat leis, go raḃais i gconntaḃairt t'anma, agus go raiḃ daoine timċeall ar an ríġ nár ṁiste dúṫraċt do ṫabairt dóiḃ, agus go mb'ḟéidir go ndéanfaḋ an cuṁdaċ céadna tú ċosaint ar an mbás.

FLAIṪRÍ.—'Seaḋ, cad duḃairt sí annsoin?

BRAS.—Ó! duḃairt sí gur ar buile ḃíos, agus nár ṫugais a leiṫéid riaṁ di; agus do ṫug sí na mionna móra, agus í ag sileaḋ na ndeor go fuiġeaċ flúirseaċ, ná raiḃ a leiṫéid aice.

FLAIṪRÍ.—Mo ċreaċ! is bog a ṫagann mionna is deora ċum daoine áiriṫe.

BRAS.—Dá bfeicteá an toċt uaḃair a ṫáinig uirṫe, a ḟlaiṫ.

FLAIṪRÍ.—Aċt ar ṫugais na coṁarṫaiḋe soirt di, aṁail aduḃart leat?

BRAS.—Ṫugas, a ḟlaiṫ, go ceart is go cruinn.

FLAIṪRÍ.—Ní ḟéadfaḋ sé beiṫ imṫiġṫe as a cuiṁne mar sin.

BRAS.—Is aṁlaiḋ do ḃí sí ar gealtaiġ ag a ṡéanaḋ go bfuair sí a leiṫéid riaṁ uait, agus do b'éigin dam éirġe ḋi.

FLAIṪRÍ.—Go raiḃ maiṫ agat, a Ḃrais. Caiṫfeam beiṫ sásta le toil na ndéiṫe. Cionnas is féidir dam ionntaoiḃ do ḃeiṫ agam as an nduine iasaċta, agus m'ḟuil féin ag cur im ċoinniḃ ar an gcuma so? An rud a ṫugas dom ḋeirḃṡiair i dtaisciḋ, ní ṫiubraḋ sí ḋam anois é fiú ċum mé ṡaoraḋ ón mbás. Imṫiġ, a Ḃrais, agus abair le Conaire muiciḋe an treoid ṫugas dó-san i dtaisciḋ do ṫabairt im ċoṁgar annso, is beiṫ ullaṁ ċum í ṫabairt dom láṫair ċoṁ luaṫ is ċuirfead scéala ċuige. Abair na focail seo: "Na Ċeiṫre Coṁairleaċa"[1] leis mar ċoṁarṫa, agus déanfaiḋ sé rud ort.

BRAS.—Déanfad soin, a ḟlaiṫ.

[*Exit* BRAS agus *intrat* an Breiṫeaṁ.]

FLAIṪRÍ.—Fáilte róṁat, a Ḃreiṫiṁ ġráḋaiġ! Is olc liom

gur ċuirear oireaḋ roin trioblóide ort; gaḃ mo leitrcéal, a ḟir eagnaiḋe.

An Breiṫeaṁ.—A Ḟlaiṫrí, ir mór a ġoilleann orainn an teannta i n-a ḃfuilir. Do ḋeineamar léir-ṁear ar gaċ níḋ dá mbaineann leir an gcúir—fiaḋnaire do ṁná ir do ċarad, t'aḋṁáil féin, agur an fuil do ḃí ar do láṁaiḃ—agur ir brón liom naċ féidir linn aṫarraċ breiṫe do ṫaḃairt uainn; agur, dá ḃríġ rin, tá orm a ráḋ leat go gcuirfear ċum báir tú i gcionn uaire an ċluig. Tá an ragaire ag cur a ġléara i gcóir duit ċeana féin. Má tá aon níḋ le ráḋ agat roiṁ ḃár duit, abair anoir é.

Flaiṫrí.—Ní ṫig liom aon ṁilleán do ċur oraiḃ. Níor ḋeineaḃar aċt ḃar ndualgar. Tá'r agam, áṁṫaċ, go ḃfuil daoine ann gur ṁaiṫ leo ruar mé, agur b'ḟéidir go gcuirfidír mar aṫċuinge ar an ríġ gan mé ċur ċum báir.

An Breiṫeaṁ.—Cia hiad na daoine gur ṁaiṫ leo ruar tú?

Flaiṫrí.—Mo ċuma! Ir baoġlaċ naċ deacair a gcoṁaireaṁ; ir deiṁin gur luġa ann díoḃ 'ná an dream gur ċuirear commaoin orta. Tá'r agam, áṁṫaċ, go gcuirfiḋ mo ċara Aonġur mar aṫċuinge ar an ríġ mé ḟaoraḋ ón mbár. Iarr ar Aonġur teaċt fám ḋéin.

An Breiṫeaṁ.—An d'Aonġur mac Dáire, príoṁ-ċoṁairleaċ an ríoġ, aṫaoi ag tagairt?

Flaiṫrí.—An fear céadna: fear uaral onóraċ do ṫiuḃraḋ a anam ar mo ṡon.

An Breiṫeaṁ.—Tá eagla orm go ḃfuil mearḃall ort. Ḃí Aonġur ór ar gcoṁair mar ḟinné.

Flaiṫrí.—Ní'l aon ṁearḃall orm, agur ní ḟéadfaḋ a ḃeiṫ. Tá deiṁniuġaḋ ar dílre Aonġura agam. Nár ḋearḃuiġ an duine uaral féin dam ná tréigfeaḋ ré mé go bráṫ?

An Breiṫeaṁ.—'Seaḋ, beiḋ a ḟior againn. (Le n-a ġiolla): Glaoiḋ irteaċ ar Aonġur. Tá ré annroin amuiġ i ḃfogur dúinn.

[*Exit* giolla an ḃreiṫiṁ; *re-intrat* Láiṫreaċ, agur Aonġus i n-aoinḟeaċt leir.]

Flaiṫrí.—Fáilte roṁat, a Aonġur, a ċara, cé fada go dtángair.

AONGUS.—Móraḋ duit, a ḃreiṫiṁ uasail. An mar sin ataoi, a Ḟlaiṫrí?

FLAIṪRÍ.—A Aonġus, a ċroiḋe, is mór an t-áṫas dam radarc d'ḟaġáil ort. Is mór an deise dam cara ċoṁ dílis leat do ḃeiṫ agam le linn mo ġábatair. Mara mbeaḋ go ḃfuilim i ngéiḃinn, d'ḟáiscfinn lem ċroiḋe tú, a ċara lae an ċruaḋtain.

AONGUS.—An aṁail a ṁeasann tú go léigfinn-se don té ṁairḃ mac Ċormaic mé d'ḟáscaḋ le n-a ċroiḋe?

FLAIṪRÍ.—Aċt an daonnaċt, a Aonġus—an daonnaċt. Ní ṫéiḋeann roġa ó'n ndaonnaċt. Tá's agam go maiṫ go gcuirfir mar aṫċuinge ar an ríġ an t-éaċt so do ṁaiṫeaṁ dam, ó taoi id áirdḃreiṫeaṁ anois aige.

An BREIṪEAṀ—Cad deirir leis sin, a Aonġus?

AONGUS.—An dóiġ leat gur amadán mé, agus an grá atá agam don ríġ, a ráḋ go gcoṁairleoċainn dó piast neiṁe d'ḟágaint suas? Nár ṁairḃ sé Cairbre? An dóiġ leat gur suaraċ an rud an t-éaċt soin? B'ḟeárr liom mo láṁ do ċur san teiniḋ agus í d'ḟágaint ann 'ná maiṫṁeaċas d'iarraiḋ ar an ríġ ar son a leiṫéid d'ḟealltóir is de ṁillteoir. (Le FLAIṪRÍ): Gráin ort, a ropaire, do ḃain mo Ċairbre, mo leanḃán, dá ṫreoir! Gráin is dá ḟiċid ort! cuireann sé déistin orm aċt féaċaint ort.

FLAIṪRÍ.—Nár ṁéaduiġeas tú, a Aonġus? Nár ḋeineas flaiṫ ċoṁ hárd liom féin díot naċ mór? Cá ḃfuil mo ḃuiḋeaċas?

AONGUS.—Is suaraċ é mo ḃeann ort. Níor ċuir claḃaire fealltóra det ḟórt aon ċommaoin ar aoinne riaṁ naċ ar ṁaite leis féin do b'eaḋ sé. Agus cá ḃfios dam ná déanfá an feall céadna orm féin i mbáraċ dá scaoiltiḋe leat an feaċt so?

FLAIṪRÍ.—Cuiṁniġ, a Aonġus, gur ṁionnuiġis go mbéiḋfeá dílis go bráṫ dam.

AONGUS.—'Seaḋ, go díreaċ, ṁaise! Dílis don té ṁairḃ Cairbre! Dílis don fealltóir do ḃain mac mo ríoġ dá ṫreoir! Go mbaintear an ceann díom féin, maran é dílse atá tuillte agat do ċuid fola do scaoileaḋ ar fuaid na mbán, agus do ṡeanċorp mioċúmta do radaḋ i ndíġ éigin, áit 'n-a mbeaḋ na madraiḋe dá sraċaḋ ar a ċéile.

An Breiṫeaṁ.—Ní ċuirfiḋ Aonġus a impiḋe ċum an ríoġ ar do ṡon, de réir deallraiṁ, a Ḟlaiṫrí.

Flaiṫrí.—'Seaḋ, táim sásta. Tá aon níḋ aṁáin uaim, áṁtaċ. Buḋ ṁaiṫ liom coṁráḋ do ḋéanaṁ leis an ríġ sara bfuiġeaḋ bás. Tá rud éigin agam le ráḋ leis go gcuirfiḋ sé an-ṡuim ann. Ní'l uaim aċt soin. Tá's agam ná heiteoċaiḋ an rí mé ar an méid sin. Béaraiḋ sé cead coṁráiḋ dam ar son m'aṫar.

An Breiṫeaṁ.—Cuirfead-sa t'aṫċuinge i n-uṁail do Ċormac ríġ.

Flaiṫrí.—Bíoḋ mo ḋeirḃṡiúr Maċa, mo ḃean Aoife, agus Aonġus i láṫair le linn mo ċoṁráiḋ leis an ríġ.

An Breiṫeaṁ.—Caiṫfid beiṫ láiṫreaċ. (Le n-a ġiolla): Imṫiġ, agus abair leis an ríġ gur b'áil le Fláiṫrí cead labarṫa leis roiṁ bás; go bfuil sé ar tí scéal éigin tábaċtaċ do noċtaḋ dó.

[*Exit* giolla an Breiṫiṁ. *Intrant* Aoife is Maċa.]

Flaiṫrí.—Fáilte róṁaiḃ, a ṁná! Is geárr a ḃead agaiḃ.

Maċa.—A Ḟlaiṫrí, a ṁaoin, is danaid liom tú i gcuiḃreaċ

Aoife.—Is danaid linn go léir é, dá mbeaḋ leiġeas air; aċt ní'l aon dul ón ndliġe.

Flaiṫrí.—Fáiríor cráiḋte! cuirfear ċum báis mé i gcionn uaire an ċluig, agus gan caḃair ná congnaṁ le faġáil agam ó aoinne dem ġaoltaiḃ.

[*Intrat* Laoġaire.]

Laoġaire.—Tá Cormac rí ag gaḃáil an treo ċugainn; airiġim fuaim a ċarbaid.

An Breiṫeaṁ.—Is tráṫaṁail an teaċt ag an ríġ coṁ-aċtaċ é. Bíoḋ suiḋeaċán agaiḃ 'n-a ċoṁair.

[Ullṁuiġid an taos gráiḋ suiḋeaċán i gcoṁair an Ríoġ.]

Flaiṫrí.—A ḃreiṫiṁ, a taisce, beirim mo ḃuiḋeaċas arís duit, i dtaoḃ a ċneastaċt is do ḋeinis obair nár taitniġ leat.

An Breiṫeaṁ.—Go deiṁin is go dearḃta, do b'í sin an obair nár téiġeas léi. B'ḟeárr liom mo ċeann do ḃaint dem ċolainn 'ná daor-ḃreiṫ do taḃairt ort-sa, a Ḟlaiṫrí, agus is léan liom do scéal.

Maċa.—Is léan linn go léir a scéal, dá mbeaḋ leiġeas againn air.

AOIFE.—Fáiríor! ní'l dul ón ndliġe.

[Seinntear buabaill leastiġ. *Re-intrat* giolla an Ḃreiṫiṁ ag seolaḋ CORMAIC Ríoġ is a ċuideaċtan. Preabann gaċ aoinne 'n-a ṡeasaṁ aċt FLAIṪRÍ atá i ngéiḃinn. Seolann an Ḃreiṫeaṁ an Rí go dtí n-a ṡuiḋeaċán.]

CORMAC Rí (tar éis suiḋte dó).—Níor ṫarlaiḋ éaċt san tír seo le n-ar linn do ġoill orainn mar do ġoill teascaḋ ar mic Cairbre, sinnsear ar gcloinne agus solas ar mbeataḋ. Is coṁḋorċa lá is oiḋċe dúinn-ne is dá ṁátair buaiḋearṫa ċráiḋte ó ċualamar an gníoṁ soin. Cad a ḋéanfam feasta gan leanḃ gan oiġre? Cad a ḋéanfaiḋ Éire gan árdflaiṫ? Cad a ḋéanfaiḋ Teaṁair i n-éagmais a bláiṫ is a maise, ó baineaḋ Cairbre dá treoir? Dá mbuḋ náṁa do ḋéanfaḋ an t-éaċt soin—dá mbuḋ náṁa d'ḟágfaḋ gan mac sinn, níor ḃ'iongnaḋ go doilḃ dubaċ sinn. Is é léir-ḃris an croiḋe ionnainn, áṁṫaċ, is é ḃain an lúṫ dár mballaiḃ, is é ṁill ar gcéadfaḋ, a ráḋ gurab é an fear go raiḃ cion ar n-anma againn air, ar n-áirdḃreiṫeaṁ, an fear go dtugamar urraim neaṁ-ċuibeasaċ dá aṫair is dó féin, gurab é an fear soin a ḋein an feall ar ar leanḃ. Ó! b'é an lá léin dúinn an lá ṫugamar Cairbre ar oileaṁain dó, agus i n-ionad é d'oileaṁain gurab aṁlaiḋ do ċuir sé ċum báis é. Á! a Ḟlaiṫrí an ḟeill, is lag a ṡileamar go ndéanfá an scrios so orainn, rud nár ṫuilleamar uait, mar gur asat do ḃí an ṁuinġin againn. Má tá aon niḋ le ráḋ agat linn roiṁ ḃás duit, abair anois é.

FLAIṪRÍ.—Táim buiḋeaċ díḃ, a rí ċuṁaċtaiġ, a ráḋ gur ṫugaḃar cead dam ċum coṁráḋ do ḋéanaṁ liḃ.

CORMAC Rí.—Is olc agus is truaġ linn ṫú do ċur ċum báis. Aċt ní féidir an dliġe do ṡéanaḋ. Ós rud é go ḃfuil Cairbre marḃ, ní ḟágfar Flaiṫrí suas.

FLAIṪRÍ.—Ní'l Cairbre marḃ, a rí ġlórṁair.

[Tagann iongnaḋ ar gaċ aoinne.]

CORMAC Rí.—Ó! ná réab ar gcroiḋe le scéal baoṫ den tsaġas soin.

FLAIṪRÍ.—Is í an ḟírinne atá agam, a rí onóraiġ.

CORMAC Rí.—Fáiríor cráiḋte! ní'l aon fonn magaiḋ orainn. Ní ċum beiṫ ag éisteaċt le fear buile ṫángamar annso. An ḃfuil a ṫuilleaḋ le ráḋ agat?

FLAIṪRÍ.—A rí onóraiġ, maran maiṫ liḃ géilleaḋ dam, taḃarfar an leanḃ annso ós ḃar gcoṁair, agus annsoin géillfiḋ siḃ dam.

[*Re-intrat* BRAS]

CORMAC RÍ.—Ní féidir soin do ḋéanaṁ. Mo ċráiḋteaċt, maran sinn atá ciapṫa ag braṫ go ḃfeicimís an té ná fuil le feicsint. Ó! a Ċairbre, a Ċairbre, ní ḟeicfead go deo arís id ḃeaṫaiḋ tú.

FLAIṪRÍ (ag bagairt ar BRAS ċuige agus ag cogarnaiġ leis).—Éiriġ agus abair le Conaire an treoid úd do ṫaḃairt annso ċugam gan ṁoill.

[*Exit* BRAS.]

AONĠUS.—Ná bacaiḋ leis an gclaḃaire seo, a rí ċuṁaċtaiġ. Ní'l uaiḋ aċt foġa eile ceilge do ṫaḃairt fúiḃ roiṁ ḃás dó.

AOIFE.—Mar sin díreaċ do ḃíoḋ sé ag déanaṁ amadáin díom-sa, sarar adṁuiġ sé a ḋroiċ-ġníoṁ.

MAĊA.—Mo ṫruaġ-sa Flaiṫrí boċt! Ní hiongnaḋ mearaiḋe air agus an léirscrios atá déanta aige. Ní ḋéanfaḋ sé an gníoṁ soin mara mbeaḋ go raiḃ mearḃall éigin air.

An BREIṪEAṀ.—Is gearr go mbeiḋ a ḟios againn cia aige go ḃfuil an ceart.

CORMAC RÍ.—Ar ḃfuil aiseag ón uaiġ? An riṫfiḋ arís tré ċuisleannaiḃ colna gan anam an fuil gur smearaḋ láṁa an ḟealltóra léi? An dtiocfaiḋ an solas arís tré ḟúiliḃ dalla? An ḃféadfaiḋ an guṫ milis daonna ceol do spreagaḋ san scórnaiġ atá ag dreoġaḋ i gcré? Ó! ní féidir é—ní féidir é.

[*Re-intrat* BRAS ag seolaḋ CONAIRE, agus greim ar láiṁ ag CONAIRE ar ĊAIRBRE. Iongnaḋ ar gaċ aoinne.]

CONAIRE.—Ag seo Cairbre mac an ríoġ uasail onóraiġ, Cormac.

CORMAC RÍ.—Is é ar leanḃ é go deiṁin. Tugaiḋ ċugainn é go ḃfáisceam le n-ar gcroiḋe é.

[Riṫeann AOIFE is MAĊA is AONĠUS fá ḋéin an leinḃ. Tugann AOIFE iarraċt fá n-a ḃreiṫ ċum an Ríoġ, aċt ní ġaḃann an leanḃ léi.]

CAIRBRE.—Léig ċum mo ḋaid mé. (Cromann ar ġol.) Ó! a ḋaid, a ḋaid! (Stracann sé é féin ó AOIFE, agus siúd fá ḋéin FLAIṪRÍ é.) Ó! a ḋaid, a ḋaid, taḃair dam do láṁ! (Goileann.)

FLAIṪRÍ.—Mo ġreiḋn mo leanḃ boċt!

CAIRBRE.—A ḋaid, a ḋaid, ná tógfá id uċt mé? (Goil-eann.)

FLAIṪRÍ.—Ná feiceann tú, a leinḃ, go ḃfuilim fá ċeangal.

CAIRBRE.—A ḋaid, a ḋaid, cia ċeangail ṫú? Ó! scaoiliḋ dem ḋaid. Léigiḋ ċuġam mo ḋaid. Bainiḋ de an slabra soin—bainiḋ de é! (Tugann iarraċt fá an slabra do ṫarraing ċuige, goileann is béiceann.) Bainiḋ de an ceangal gránna soin. Ó! Ó! bainiḋ de é, Ó! Ó!

CORMAC RÍ.—Is iongantaċ an radharc é. A Aonġus is a Ḃrais, bainiḋ an slabra de Ḟlaiṫrí láiṫreaċ.

AONĠUS.—Naċ dóiġ lib, a rí onóraiġ——

CORMAC RÍ.—Bain de an slabra!

[Bainid AONĠUS agús BRAS an slabra de ḞLAIṪRÍ. Fáisceann FLAIṪRÍ an leanḃ le n-a ċroiḋe le corp ceana, agus annsain léigeann sé é féin ar a ġlúiniḃ i láṫair an Ríoġ.]

CORMAĊ RÍ.—Éiriġ id ṡeasaṁ, a Ḟlaiṫrí. Tá rún éigin agat. Noċt dúinn cad ċuige ḋuit sinn féin agus ar muinntear do ċur amuġa.

FLAIṪRÍ.—A rí onóraiġ, éistiḋ lem ṫuairisc.

CORMAC RÍ.—Tar a leiṫ ċuġainn, a Ċairbre—tar a leiṫ, a stóir.

[Coimeádann CAIRBRE greim ar ḞLAIṪRÍ agus béiceann.]

FLAIṪRÍ.—Má's é bar dtoil é, a rí onóraiġ, fágaiḋ an leanḃ agam-sa.

CORMAC RÍ.—Lean ort, mar sin.

FLAIṪRÍ.—A rí ċumaċtaiġ, is olc liom gur ċuireas oiread soin bróin oraiḃ féin is ar ḃar muinntir. Aċt éistiḋ lem eaċtra, má's é ḃar ró-ṫoil é. Le linn dul ċum báis dom aṫair Fiṫeal, fear gur ṁór é ḃar gcion-se féin air, d'ḟág agam-sa a raiḃ de ṡaiḋḃreas aige mar aon le n-a ḃeannaċt, agus ṫug an ċoṁairle seo im ḋiaiḋ dam: "Ná glac mac ríoġ ar "oileaṁain. Ná léig rún i n-a mbeiḋ guais ret ṁnaoi. Ná "méaduiġ mac moġaiḋ. Ná tabair do ċiste i dtaisciḋ dod "ḋeirḃḟiair." 'Sé rún do ċeapas froṁaḋ do ḋéanaṁ ar an gcoṁairle sin; agus, dá ḃríġ sin, do ġlacas Cairbre uaiḃ-se, a rí onóraiġ, ar oileaṁain. Do ṁéaduiġeas Aonġus mac Dáire moġaiḋ; do ṫugas cuṁdaċ lán de ṡeoidiḃ

dom ḋeirḃṡiair, Maċa ; do ṫugas Cairbre do Ċonaire, muiciḋe liom, agus duḃairt leis é ċongaḃáil i bfolaċ go dtí go gcuirinn scéala ċuige, agus ċuimleas fuil mionnáin dem láṁaiḃ is de ṁuinċilliḃiḃ m'ionair, agus seo a ḃaile ċum mo ṁná mé agus d'innseas dí fá rún daingean gur ṁarḃas Cairbre. Níor ṫúisce an focal as mo ḃéal 'ná do liuiġ sí, is do scéiṫ orm i dtreo gur ceangladh mé is gur tugaḋ breiṫ ḃáis orm. Ċuireas teaċtaire ċum mo ḋearḃṡéaṫar ċum na seoide d'ḟagáil tar n-ais uaiṫe ; aċt is aṁlaiḋ do ḋearḃuiġ sí nár tugas a leiṫéid riaṁ dí. Dála Aonġusa, d'iarras air a impiḋe do ċur ċugaiḃ-se, a rí onóraiġ, ċum mé d'ḟágaint suas ; aċt is aṁlaiḋ do ċrom sé ar mé ṁarluġaḋ. Dá bríġ sin, tá sé curṫa 'n-a luiġe orm gur ciallṁar an ċoṁairle tug m'aṫair Fiṫeal dam.

AONĠUS.—A rí onóraiġ——

CORMAC RÍ.—Bí id ṫost anois, a Aonġus.

AOIFE.—Buḋ ṁaiṫ liom-sa, a rí ġlórṁair——

MAĊA.—Má's é bar dtoil é, a rí ċuṁaċtaiġ——

CORMAC RÍ.—Biḋiḋ uile 'n bar dtost! Do ċualamar eaċtra Ḟlaiṫrí. Ní le haon olc ċugainn-ne ná ċum ar mic ná ċum ar muinntire do ḋein sé an gníoṁ so. Is é a ḃí uaiḋ 'ná froṁaḋ do ḋéanaṁ ar an gcoṁairle tug a aṫair Fiṫeal dó. Dála na coṁairle sin, ní'l innte aċt corp na céille ; mar dá n-imṫiġeaḋ aon níḋ ar ṁac ríoġ, is é an té go mbeaḋ sé aige ar oileaṁain do ḃeaḋ ṫíos leis, dá mbuḋ is ná beaḋ leiġeas féin aige air. Ní maiṫ an sás rún do ċoiméad bean, agus ós rud é go mbíonn caidreaṁ coitċeann ag duine ar a ṁnaoi, is deacair dó dul ó n-a rún do léigean léi, agus, má's rún é i n-a mbeiḋ guais, is dó is measa. Seoide tugtar do ḋeirḃṡiair i dtaisciḋ is gnáṫ léi greim do ċoiméad orṫa i leiṫ is gur taḃartar nó díol fiaċ iad ; agus bíonn gráin de ġnáiṫ ag mac moġaiḋ nó ag a leiṫéid ar an té ṁéaduiġeann é, mar naċ maiṫ leis aoinne beiṫ 'n-a ṫimċeall do ċuirfeaḋ a uirísleaċt i gcuiṁne dó. Dá bríġ sin uile, beiḋ Flaiṫrí 'n-a áirdḃreiṫeaṁ feasta fá mar bíoḋ, agus is truaġ linn nár tug Maċa aiseag 'n-a ṡeodaiḃ dó.

MAĊA.—Béarad aiseag dó anois ionnta, a rí ċuṁaċtaiġ.

CORMAC RÍ.—Tá sé déideanaċ agat, anois. Ní dóiġ linn

gur ṁaiṫ le Flaiṫrí féin iad do ġlacaḋ anois uait. Ḃéaram-na féin dó 'n-a n-ionad na seoide is uaisle i gciste na Teaṁraċ. Agus ós rud é gur ḟill ar mac Cairbre orainn slán, ḃeirimíd cead pósta do Ṁaċa is d'Aonġus, ós fada geallta dá ċéile iad, agus bíoḋ seoide Ḟlaiṫrí mar spré ag Maċa, agus ní ḃraṫaim go n-abróċaiḋ Flaiṫrí 'n-a ċoinniḃ sin.

FLAIṪRÍ.—Táim lán-tsásta, a rí uasail.

[*Intrant* an triúr ḃandruaḋ. Uṁluiġid don Ríġ, agus siúd fá ḋéin Aonġusa iad.]

AONĠUS.—Ag seo ċuġam arís siḃ, a ċailleaċa bréagaċa! Is é an lá léin dam an ċéad lá ċonnarc siḃ; naċ deas an dream siḃ ċum congnaṁ nó coṁairle do ṫaḃairt do ḋuine!

BADḂ: Tá meas is mórċion
Ag Aonġus óg orainn,
Ṫug sé ór dúinn,
Is d'iarr sé coṁairle.

RIOĠNAĊ: Fuair sé an ċoṁairle,
Ḋein fear mór de,
Is soin go ró-ṁear.

DAOL: Tuitim Ḟlaiṫrí
Ċuir 'n-a ṡeasaṁ
Ar ḃfear ceannais.

AONĠUS.—A ċailleaċa dorċa, má éirġeas, is orm ba ġéarr an ṁoill tuitim arís. Tuitim gan éirġe is eaḋ fuaras, aċt gur éadtromuiġeaḋar-se na sparáin agam. Sin a ḃfuil de ḃárr ḃar ndraoiḋeaċta is ḃar ḃriseog agam-sa.

BADḂ: B'í an ċoṁairle ċeart í,
Fuair sé an t-airgead
Do ḃí ag Flaiṫrí.

RIOĠNAĊ: An ṁaoin ḃí uaiḋ sin,
Is d'oir go mór dó,
Féaċ! go ḃfuair sé.

DAOL: An ríġ-ḃean Maċa
Is Aonġus neartṁar,
Cia ḋeiġilfiḋ fearta?

AONĠUS.—Táim fá ċommaoin ṁóir agaiḃ, a rí ċuṁaċtaiġ, agus is mór é m'aiṫṁéala i dtaoḃ ar ḋeineas d'olc ar Ḟlaiṫrí.

FLAIṪRÍ.—Maiṫim duit ó ċroiḋe, a Aonġus.

MAĊA.—Tá súil agam go maiṫfiḋ Ḟlaiṫrí ḋaṁ-sa, leis.

AOIFE.—Ós mise an cuirpteaċ is mó, tá súil agam le n-a ṁaiṫṁeaċas.

CORMAĊ RÍ.—Tá maiṫte ḋaoiḃ go léir, agus bímís uile d'aon-ḃuiḋin feasta ag déanaṁ ar ndíċill ar son na Teaṁraċ is na hÉireann.

[An brat anuas.]






